# Clár an Ábhair

# An Straitéis ag baint torthaí amach




Tá torthaí 2019 agus 2018 le fáil sa Ráiteas Comhdhlúite Ioncaim ar leathanach 27. Tugtar sonraí faoi bhlianta roimhe sin ar leathanach 82.

**€892m**

Ioncam don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019

**€41.9m**

Brabús roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas

**€143m**

Airgead tirim neamhshrianta amhail an 31 Nollaig 2019

**99%**

Scéim Pinsin Mhaoinithe amhail an 31 Nollaig 2019

**30%**



Méadú ar líon na mbeartán in 2019

**96.7%**

Caighdeán na Seirbhíse in 2019

# Réamhrá an Chathaoirligh



## Is cúis áthais dom a thuairisciú go ndearna An Post brabús €41.9m. Is fianaise iad na torthaí ar fhiúntas na Straitéise agus an treo ina bhfuil an Bord agus an bhainistíocht tar éis an chuideachta a thógáil.

Baineadh amach na héachtaí a leagtar amach sa Tuarascáil Bhliantúil seo de bharr na Straitéise soiléire a bunaíodh agus threallús na bainistíochta chun í sin a chur i bhfeidhm. Bainfear úsáid as an mbrabús €41.9m lena chinntiú go mbeidh staid airgeadais inbhuanaithe ag An Post agus cuirfidh sé ar a chumas na táirgí agus na seirbhísí a theastaíonn ón ngeilleagar, agus ar féidir leis an daonra leas a bhaint astu anois, a chur ar fáil. Tá caidreamh oibre an-dearfach againn leis an bhfoireann san eagraíocht, rud a chuireann ar ár gcumas na héachtaí sin a bhaint amach.

In 2020 tógfaidh an Grúpa ar a bhfuil bunaithe. Tabharfar chun an mhargaidh seirbhísí nua agus feabhsaithe le haghaidh Poist agus Beartán agus táirgí nua i Seirbhísí Airgeadais. Cuirfidh na forbairtí sin a thuilleadh le cumas an Ghrúpa todhchaí airgeadais shlán a chinntiú.

Tá staid airgid an Ghrúpa ag feabhsú go leanúnach. Fágann sé sin go bhfuil seasmhacht ann agus cuireann sé ar chumas na bainistíochta gnó inbhuanaithe a thógáil. Seasann staid airgid an Ghrúpa ag €143m amhail an 31 Nollaig 2019. Shínigh an Grúpa conradh airgeadais leis an mBanc Eorpach Infheistíochta (BEI) le haghaidh €40m i gcaitheamh na bliana agus bhí €10m tarraingthe as an tsaoráid sin aige faoi mhí na Nollag 2019. Is ardmholadh ar Straitéis an Ghrúpa é gur mheall sé tacaíocht ó fhoinse den sórt sin.

Ba mhaith liom buíochas a ghabháil leis an POF agus lena fhoireann bhainistíochta, leis an bhfoireann trí chéile agus leis na ceardchumainn agus le comhbhaill an Bhoird a fhónann go hiontach ar an nGrúpa. Ina theannta sin, tá mé ag iarraidh aitheantas a thabhairt don mhéid a rinne an tUasal Ed Murray agus Jennifer Loftus, Uasal a chuir críoch lena dtréimhsí oifige i Márta 2019. Cuirim fáilte roimh an Uasal Kieran Mulvey a chuir tús lena thréimhse ar an mBord i Meán Fómhair 2019 agus tá mé ag tnúth leis an méid a dhéanfaidh seisean agus gach comhalta Boird in 2020.

Mar fhocal scoir, ba mhaith liom buíochas a ghabháil leis an Aire Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil, Richard Bruton T.D., agus le hoifigigh na Roinne agus NewERA as a gcúnamh agus a dtacaíocht le linn 2019.

**Dermot Divilly**
An Cathaoirleach

# An Bord Stiúrthóirí

1. **Dermot Divilly**
   Cathaoirleach
2. **Noel Adamson**
3. **Carol Bolger**
4. **Deirdre Burns**
5. **Peter Coyne**
6. **Thomas Devlin**
7. **Pádraig McNamara**
8. **David McRedmond**
   Príomhoifigeach Feidhmiúcháin
9. **William Mooney**
10. **Kieran Mulvey**
11. **Martina O'Connell**
12. **Mary O'Donovan**
13. **Niall Phelan**
14. **James Wrynn**
15. **Paula Butler**
   Rúnaí Cuideachta


1


2


3


4


5


6


7


8


9


10


11


12


13


14


15

# Ráiteas an Phríomh-Fheidhmeannaigh



**Tá ról lárnach ag An Post i saol na hÉireann agus sa gheilleagar. Tá sé ag aistriú ón seansaol poist go dtí saol nua na ríomhthráchtála agus tá sé ag cur níos mó agus níos mó táirgí agus seirbhísí nua ar fáil don phobal. Tá Straitéis shoiléir ag m'fhoireann agus ag ár mbaill foirne iontacha go léir agus tá siad ag baint claochlú nach beag amach:**

- Tháinig méadú 2.0% ar ioncam, rud a fhágann go raibh An Post i measc na seirbhísí poist ab fhearr san Eoraip.
- D'fhás an brabús go €41.9m, treocht bhrabúis inbhuanaithe don ghnó.

**Cé go gcuirim fáilte mhór roimh an rath airgeadais, tá an obair a rinneadh inár n-eagraíocht i bhfad níos doimhne ná brabús gearrthréimhseach a ghiniúint. Agus í ag cur na straitéise i bhfeidhm, rinne an fhoireann bainistíochta an méid seo a leanas:**

- Shocraigh sí réiteach casta agus deacair trí idirbheartaíocht chun an Líonra Oifigí Poist a chomhdhlúthú agus chruthaigh sraith nua iomlán de sheirbhísí airgeadais a rachaidh chun tairbhe do phobail ar fud an Stáit;
- Tháinig sí ar chomhaontú leis na Ceardchumainn chun caighdeáin seirbhíse An Post a leasú, lena n-áirítear a bheith ag seachadadh 6 lá sa tseachtain, rud a chuir ar chumas An Post dul sna iomaíocht sa mhargadh ríomhthráchtála;
- Dhear agus thóg sí mórionad uathoibrithe beartán a osclaíodh i mí Dheireadh Fómhair 2019 agus bhí buaicshéasúr gan locht againn um Nollaig dá bharr. Dúirt an custaiméir is mó atá ag An Post, Amazon, gurbh é sin an nuacht ab fhearr ón Eoraip a bhí sé a sheoladh chuig Seattle [ceanncheathú Amazon];
- D'oscail sí (rud a bhí an-deacair) comhaontuithe idirnáisiúnta poist a measadh a bheith dúnta roimhe sin, lena chinntiú go bhfuair An Post luach saothair ceart ó sheirbhísí poist eachtrannacha as post a sheachadadh;
- D'fhorbair sí ardán digiteach atá tar éis an tseirbhís a athrú ó bhonn do thomhaltóirí ar fud an Stáit, ag cinntiú go mbíonn an rochtain chéanna ar earraí i mBéal an Átha is a bhíonn i mBostún nó i mBeirlín;
- Bhí sí ar thús cadhnaíochta ó thaobh feithiclí leictreacha de. Chinntigh sí astaíochtaí nialasacha i Lár na Cathrach i mBaile Átha Cliath faoi 2020 luath, agus bhí sí ar an mbóthar ceart chun astaíochtaí nialasacha a chinntiú i ngach cathair ar fud na hÉireann faoi dheireadh 2020;
- Neartaigh sí an t-airgead tirim agus an clár comhardaithe de dheasca iasacht €40m a fháil ón mBanc Eorpach Infheistíochta agus gnó na ndearbhán bronntanais One4all a dhíol, rud a d'fhág brabús €40m ag An Post;
- D'athsheol sí an gnó ar fad a bheag nó a mhór trí athchuspóiriú iomlán ar an mbranda "ag gníomhú ar son an leasa choitinn, anois agus do na glúnta atá le teacht", rud a neartaíodh trí athbhrandú ar éirigh go hiontach leis.

Sin iad na héachtaí is mó a bhfuil mé bródúil astu, ach bíonn níos mó le déanamh i gcónaí sa domhan seo atá ag athrú go tapa, agus caithfimid leanúint de bheith ag athrú níos tapa ná iad siúd atá timpeall orainn.

Is é an dúshlán don Chuideachta anois ná a bheith inbhuanaithe san fhadtréimhse. Caithfimid an brú a choinneáil chun an chroí-eacnamaíocht a fheabhsú: fás a bhaint amach nuair is féidir linn, agus a bheith níos éifeachtúla i ngach cás eile. Tá ár gcuid infheistíochta i gcaiteachas caipitiúil agus i gcaiteachas oibriúcháin á haistriú go dtí an saol nua.

**Tá ár gcuspóir soiléir: Léirímid ár dtiomantas trí dhíriú ar Spriocanna Forbartha Inbhuanaithe na Náisiún Aontaithe atá i gcroílár ár dtionscail:**

**Obair fhónta:** diúltaímid do chonarthaí náid uaireanta, d'ainmheasarthacht an gheilleagair poistíneachta agus do struchtúir chéimlathacha dholúbtha; tacaímid le fostaíocht iontach, agus le heagraíocht éifeachtúil sholúbtha atá ionchuimsitheach agus éagsúil. Chun straitéis a chur i dtoll a chéile chun claochlú i gcomhair an tsaoil nua ina n-oibrímid, teastaíonn cultúr comhaimseartha a léiríonn ár mbonn custaiméirí agus athrú ar an tsochaí.

**Cathracha agus pobail inbhuanaithe:** i láthair i ngach pobal agus ag seachadadh go dtí gach teach. Léirítear é sin inár dtiomantas d'oifig poist a bheith i ngach pobal ina bhfuil níos mó ná 500 duine. Tá An Post ag iarraidh maith a dhéanamh agus léirítear é sin trínár gcláir, cuir i gcás litearthacht agus seoltaí do shaoránaigh gan dídean.

## Is idirghabhálaí é An Post a bhfuil muinín as a chabhróidh le gach saoránach agus gnó leas a bhaint as cumas agus buntáistí an tsaoil nua.

**An t-athrú aeráide:** mar oibreoir an fhlít is mó ar fud na tíre, tá gealltanas ? tugtha againn go laghdóimid astaíochtaí carbóin agus go n-aistreoimid go feithiclí leictreacha in-athnuaite. Níl ach feithiclí leictreacha againn le haghaidh seachadadh i Lár na Cathrach i mBaile Átha Cliath. Tá sé d'aidhm againn astaíochtaí carbóin a laghdú de 50% faoin mbliain 2030 agus deireadh a chur leo faoi 2050.

**Nuálaíocht agus Comhpháirtíochtaí:** Is í an chomhpháirtíocht a theastaíonn le haghaidh théarnamh An Post: lenár mBord, lenár gceardchumainn, go mór mór Cumann na nOibrithe Cumarsáide; le Cumann Máistrí Poist na hÉireann; leis an Rialtas atá ina scairshealbhóir, rud atá uathúil; agus leis na comhpháirtithe teicneolaíochta agus straitéise is fearr, a bhíonn i mbun nuálaíochta agus a chuireann scileanna den chéad scoth ar fáil dár gCuideachta.

Tá comhdhlúthú an líonra oifigí poist tar éis an dáileadh is leithne agus is féidir a chinntiú ar fud an Stáit le líonra a bhíonn ag feabhsú an t-am ar fad. Fad is atáimid ag cur níos mó seirbhísí airgeadais agus ríomhthráchta ar fáil ar fud líonra na n-oifigí poist, ní mór dúinn réimse iomlán seirbhísí Rialtais a chur ar fáil freisin. Ba chóir go mbeadh saoránaigh in ann an chuid is mó dá ngnó rialtais a dhéanamh trí Oifig an Phoist.

**Táimid an-dearfach faoin todhchaí, agus tá an clár oibre le haghaidh 2020 gach pioc chomh huaillmhianach le clár oibre 2019:**

- A bheith ag díriú ar ár ngealltanas branda a chomhlíonadh do chustaiméirí
- Líonra oifigí poist athbheoite, agus leathnú An Post Money
- An tseirbhís ríomhthráchtála is fearr, sa bhaile agus as baile, agus uathoibriú ag tacú léi
- Ceanncheathrú chlaochlaithe.
- Claochlú digiteach, rud a fhágfaidh go mbeidh rochtain níos fearr ar ár gcuid táirgí agus seirbhísí agus go mbeimid níos éifeachtúla
- Glacadh i measc na bpáirtithe leasmhara le hathrú fadtéarmach ar an straitéis agus ar an gcultúr

Sa ghearrthréimhse, áfach, tá an Grúpa ag déileáil le himpleachtaí na ráige de COVID-19 agus leis an tionchar atá aici ar an náisiún ar fad. Tá dhá chuspóir leagtha amach go soiléir againn: ar an gcéad dul síos, aire a thabhairt do shláinte ár bhfostaithe agus ár gcustaiméirí agus, ansin, an dá líonra atá againn a choinneáil ar oscailt. Faoi am na tuarascála seo is cúis áthais dom a rá go raibh níos lú cásanna de COVID againn ná mar a bhí súil leis agus gur oibrigh an dá líonra ag acmhainn beagnach 100%. Tá moladh ollmhór tuillte ag foireann agus bainistíocht An Post, ag na Ceardchumainn agus ag an mBord as ucht é sin a bhaint amach.

Is am é seo freisin le díriú ar ról An Post mar sheirbhís phoiblí níos mó ná a ról mar ghnó. Tá an clár comhardaithe láidir go leor chun an ceann is fearr a fháil ar an mórthionchar airgeadais a bhfuil súil leis. Tá gach iarracht dírithe anois ar théarnamh agus ar dhlús a chur leis an gclár oibre claochlúcháin. Leanfaimid de bheith ag gníomhú ar son an leasa choitinn agus ag déanamh ár gcoda sa tréimhse an-deacair seo.

Is idirghabhálaí é An Post a bhfuil muinín as a chabhróidh le gach saoránach agus gnó leas a bhaint as cumas agus buntáistí an tsaoil nua. Ach cuimhneoidh sé i gcónaí freisin ar an tábhacht a bhaineann le ceangail le daoine. Críochnaíonn an ríomhthráchtáil go léir le hidirbheart fisiciúil, agus bíonn gné fhíordhaonna ag baint leis na seirbhísí airgid agus idirghníomhartha rialtais is fearr.

Bainfimid barr feabhais amach agus muid ag gluaiseacht chun tosaigh. Cuirfidh sé sin ar ár gcumas déileáil leis na dúshláin a bhaineann le meath ar an bpost de bharr ríomhionadú agus forbairt sochaí gan airgead tirim, rud atá ag bagairt inmharthanacht líonra na nOifigí Poist.

Tá fórsaí domhanda an digitithe tar éis gnó na hearnála poist a chroitheadh ó bhonn. Bhí iarracht ollmhór ag teastáil chun an téarnamh a bhaint amach agus beidh níos mó fós ag teastáil chun inbhuanaitheacht a fhorbairt. Ach ní fhéadfaidh aon duine a chur inár leith nach ndearnamar iarracht agus nár úsáideamar ár samhlaíocht agus muid ag seachadadh anois agus do na glúnta atá le teacht.

**David McRedmond**
An Príomhoifigeach Feidhmiúcháin

# Athbhreithniú ar Chúrsaí Airgeadais



| | 2019 €m | 2018 €m |
|---|---|---|
| **Brabús (roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas)** | **41.9** | **37.6** |
| Costais chlaochlúcháin | (15.3) | (14.0) |
| Ioncam eile: Brabús ar dhiúscairt fochuideachtaí | 40.0 | - |
| **Brabús (roimh chánachas)** | **66.3** | **26.8** |
| Ioncam | 892.1 | 897.0 |
| Glansócmhainní (roimh dhliteanas pinsin) | 308.4 | 251.9 |

**Léiríonn na torthaí atá leagtha amach thíos claochlú staid airgeadais an Ghrúpa. Is fíorathrú é an brabús €41.9m ar an toradh coibhéiseach in 2016, caillteanas €14.1m.**

Cuireadh diúscairt ghnó na ndearbhán bronntanais One4all i gcrích i gcaitheamh na bliana agus chuaigh sé sin chun tairbhe na dtorthaí. Is éacht sármhaith é an brabús foriomlán €66.3m agus is dea-theist é ar an straitéis atá á leanúint.

### Ioncam

B'ionann ioncam an Ghrúpa sa bhliain agus €892.1m. Is méadú 2.0% é sin ar ioncam 2018 (ar bhonn inchomparáide, ag coigeartú chun tionchar dhiúscairt an Gift Voucher Shop a chur san áireamh). D'éirigh go maith linn ó thaobh ioncaim de agus is é a thiomáin é sin ná gur tháinig méadú suntasach ar líon na bpaicéad agus na mbeartán, gur coigeartaíodh na praghsanna agus gur ghin na toghcháin agus na reifrinn breis gnó. Ar an lámh eile, bhí laghdú ar mhéid an phoist thraidisiúnta.

Lean laghdú ar líon na míreanna poist thraidisiúnta ar aghaidh le linn na bliana. B'ionann an laghdú bliana in 2019 i gcomparáid le 2018 agus 6.3%. Tá rátaí titime den chineál céanna á dtuairisciú ar fud na hearnála poist go hidirnáisiúnta (tá Royal Mail ag tuar titime idir 7% agus 9% sa bhliain reatha). Dá gcuirfí gníomh réitigh as an áireamh, b'ionann costas airgeadais an laghdaithe sin ar mhéid an phoist thraidisiúnta agus €25m sa bhliain airgeadais 2019. Is éacht nach beag é an t-ioncam ó bheartáin agus ó sheirbhísí nua a fhás an oiread sin gur baineadh amach fás foriomlán ar ioncam inchomparáide de €17.6m.

Fágadh bunphraghas stampa ag €1 den tríú bliain as a chéile.

### Costais

B'ionann costais oibriúcháin an Ghrúpa roimh chostais chlaochlúcháin agus €853m. Is laghdú 0.7% é sin ar leibhéal 2018. Bhí roinnt costais bhreise ann i gcaitheamh na bliana, cuir i gcás costais boilscithe saothair €9.5m (cuireadh méadú 2.5% i bhfeidhm i mBealtaine 2019) agus costais bhreise a bhain le freastal a dhéanamh ar an méadú suntasach a tháinig ar líon na bpaicéad agus na mbeartán. Ar an lámh eile, áfach, bhí laghdú ar úsáid bhliantúil Coibhéise Lánaimseartha toisc go ndearnadh athleagan amach ar uaireanta oibre mar gheall ar an meath a tháinig ar líon na míreanna poist thraidisiúnta.

Léiríonn na méaduithe ar chostais neamhphá costais a bhaineann le gníomhaíocht bhreise sa Chuideachta agus ina fochuideachtaí araon, costais a bhaineann le

cur i bhfeidhm an Phlean Straitéisigh, le hinfheistíocht sa bhranda, chomh maith le boilsciú praghsanna i gcoitinne.

Tabhaíodh costais chlaochlúcháin €15.3m i gcaitheamh na bliana agus an Grúpa fós á leasú. Maidir leis na costais aonuaire fhadtéarmacha a bhaineann le hathrú Oifig an Phoist, i.e. íocaíochtaí chun conarthaí nua a shíniú agus íocaíochtaí scoir do Mháistrí Poist, meastar ina gCostais Chlaochlúcháin iad. B'ionann na costais sin agus €9.8m in 2019.

Tá an gnó fós ag optamú an mhúnla oibriúcháin le haghaidh Poist agus Beartán. De bharr an mheatha leanúnaigh ar mhéid an phoist thraidisiúnta, glacadh cinneadh i Meitheamh 2019 Ionad Poist Chorcaí a dhúnadh. Bhí an dúnadh fós ar siúl amhail an 31 Nollaig 2019 agus beidh sé críochnaithe faoi dheireadh mhí an Mhárta 2020. Rinneadh soláthar €5.5m do chostais ar athstruchtúrú i ráitis airgeadais 2019 i ndáil leis an dúnadh agus cuirtear na costais sin san áireamh mar Chostais Chlaochlúcháin.

**Brabús ar dhiúscairt fochuideachtaí**

Ag deireadh mhí Eanáir 2019, díoladh grúpa an One4all Gift Voucher Shop le Blackhawk Network, cuideachta teicneolaíochta airgeadais domhanda i margadh a luacháil scairsheilbh An Post i ngnó na ndearbhán One4all ag €54m. Aithníodh brabús €40m ar dhíol na bhfochuideachtaí in 2019.

Ba chinneadh straitéiseach an-suntasach don Ghrúpa é an t-idirbheart seo. Léirigh an praghas a baineadh amach an breisluach a chuir An Post leis an ngnó sa tréimhse ina raibh gnó na ndearbhán One4all ina sheilbh. Tá agus beidh deiseanna fáis ann le haghaidh táirgí eile i svuít na nOifigí Poist agus beidh rath an idirbhirt seo ina chás tástála le haghaidh forbairtí nuálacha eile amach anseo. Caithfear an t-airgead a fuarthas ar an Straitéis don Ghrúpa agus cabhróidh sé le táirgí agus seirbhísí nua a chur ar fáil amach anseo.

Tugadh díol Precision Marketing Information Limited, fochuideachta sách beag, a chuir sonraí margaíochta, seirbhísí bunachar sonraí agus eolairí gnó ar fáil chun críche i mí Márta 2019.

**Fochuideachtaí agus Infheistíochtaí**

D'éirigh go maith le An Post Insurance agus Air Business, ár bhfochuideachta sa Ríocht Aontaithe, i gcaitheamh na bliana. Tá scairsheilbh 10.7% ag An Post i gcónaí in Premier Lotteries Ireland, oibreoir an cheadúnais Chrannchuir Náisiúnta ar feadh tréimhse 20 bliain go dtí 2034. Is fiú €36.9m an infheistíocht faoi láthair agus leanann sí ar aghaidh ag giniúint torthaí agus sreabhadh airgid atá ag teacht lenár n-ionchais.

**An Clár Comhardaithe**

Bhí €143m d'airgead tirim ag an nGrúpa amhail an 31 Nollaig 2019. €115m a bhí san iarmhéid sin amhail an 31 Nollaig 2018.

Tá an t-easnamh ar an gCiste Pinsean amhail an 31 Nollaig 2019 tar éis laghdú go €39m. Cuitear an figiúr sin i gcomparáid le €48m ag deireadh na bliana 2018. Tá 17,300 ball sa scéim pinsin. Bhí luach €3,527m de shócmhainní faoi rialú an Chiste Pinsean amhail an 31 Nollaig 2019 mar aon le €3,566m de dhliteanais ghaolmhara de réir luachála achtúirí amhail an dáta céanna. Tháinig méadú €474m ar shócmhainní an Chiste Pinsean i gcaitheamh 2019. Chomh mór a bheag nó a mhór leis an méadú sin ar luachanna sócmhainní bhí méadú €454m ar dhliteanais de réir luacháil achtúireach mar thoradh ar an meath ar an ráta lascaine (2.1% in 2018 le hais 1.35% in 2019) a úsáideadh chun dliteanais scéime a thomhas.

Tá an Banc Eorpach Infheistíochta (BEI) tar éis dul i mbun conradh airgeadais leis An Post chun iasacht €40m a chur ar fáil le tacú le cur i bhfeidhm roinnt de na tionscadail is bonn leis an bPlean Straitéiseach. Cuireann an Grúpa an-fháilte roimh an gcaidreamh seo agus feabhsaíonn sé an láidreacht airgeadais atá á tógáil chun tacú le cur i bhfeidhm na Straitéise amach anseo. I mí na Nollag tharraing an Chuideachta an chéad €10m as an iasacht €40m chomhaontaithe ón BEI.

Mar chuid den struchtúr airgeadais, tá iasacht €30m ón Rialtas ar an gclár comhardaithe ag an nGrúpa freisin ag deireadh na bliana.

Ghlac an Grúpa le IFRS 16 Léasanna an 1 Eanáir 2019, agus léiríonn an clár comhardaithe anois an líon mór léasanna oibriúcháin atá ag an nGrúpa i leith ionaid réadmhaoine agus feithiclí. De thoradh glacadh leis an gcaighdeán, tá an Grúpa tar éis Sócmhainní um Cheart Úsáide €93m a aithint ar chlár comhardaithe dheireadh na bliana le dliteanais léasa ghaolmhara chomhfhreagracha de €95m. Tionchar eile a bhí aige ná gur laghdaigh sé brabús an Ghrúpa de €1.3m sa bhliain mar go mbíonn an muirear úis níos airde ag tosach théarma an léasa ná mar a bhíonn ag deireadh théarma an léasa. Thar shaolré aon léas, ní bhíonn aon tionchar ar an mbrabús i gceist. Cuireann an caighdeán cuntasaíochta nua faisnéis airgeadais fheabhsaithe ar fáil ar an líon mór sócmhainní léasaithe a mbaineann an gnó úsáid astu.

**Focal Scoir**

Tá na torthaí airgeadais le haghaidh 2019 an-dearfach agus fágann siad go bhfuil brabús déanta ag an nGrúpa trí bliana as a chéile. Chuir sé seo, mar aon le sócmhainní a dhiúscairt agus maoiniú fadtéarmach suntasach a fháil, ar chumas an Ghrúpa acmhainní a charnadh chun an clár um threo straitéiseach agus cuíchóiriú a chur i ngníomh. Cinnteoidh athdhíriú seo an Ghrúpa agus cur i bhfeidhm leanúnach an chláir um chuíchóiriú rath leanúnach an ghnó.

**Peter Quinn**
An Príomhoifigeach Airgeadais

# Athbhreithniú ar Phost agus ar Bheartáin



**Ioncam**

## Bhí ioncam €614.4m ag Post agus Beartáin in 2019 le hais €595.8m in 2018.

Cuirim fáilte mhór roimh an bhfás seo ar ioncam agus ligeann sé don ghnó Poist agus Beartán infheistiú i bhfeabhsuithe. Is dea-theist ón mbonn custaiméirí é freisin as ár dtiomantas do Chaighdeán na Seirbhíse agus as seirbhísí breisluacha a bheith curtha ar fáil.

**Beartáin**

D'éirigh leis an straitéis faoina dtéimid sa tóir ar sciar méadaithe den mhargadh in earnáil na mbeartán agus tháinig fás nach beag ar ioncam an ghnó ó chustaiméirí a bhí ann cheana féin agus ó chustaiméirí nua. Tháinig fás níos fearr ná mar a bhí súil leis ar ghnó na mbeartán in 2019. Tháinig méadú 30% ar ioncam ó bheartáin chonartha dá bharr sin. Bhí an bhuaicthréimhse le haghaidh beartán, ó mhí na Samhna go mí na Nollag, níos fearr ná mar a ceapadh roimh ré, rud a d'fhág go raibh an tréimhse Nollag ba ghnóthaí go dtí seo againn le haghaidh beartán.

**Post Traidisiúnta**

Lean an meath ar mhéid an phoist thraidisiúnta in 2019. Bhí an ráta meatha i mbliana, 6.3%, mar a chéile a bheag nó a mhór le 2018 cé go raibh sé beagán níos lú ná an ráta meatha 8% a bhí ann in 2018. Tugadh an-tacaíocht do na feachtais a reáchtálamar le haghaidh ócáidí speisialta, cuir i gcás an Nollaig agus Lá San Vailintín.

**Praghsáil**

Is gné thábhachtach den earnáil Poist agus Beartán í an phraghsáil. Cuireann taighde fairsing ar na custaiméirí agus ar an margadh bonn eolais faoin mbeartas praghsála don Ghrúpa. Táimid an-sásta go ndearnamar cinntí cuí praghsála agus gur chuireamar i bhfeidhm iad go héifeachtach.

Rinneadh pleananna suntasacha i gcaitheamh 2019 a bheidh follasach san oibríocht in 2020. I dtosach, cuirfidh cur i bhfeidhm an chláir uathoibrithe beartán go mór leis an gcumas próiseála. Cuireadh tús leis sin i gceathrú 4 de 2019 agus cuirfear tús le hoibriú an dara meaisín paicéad uathoibrithe i gceathrú 2, 2020. Agus ansin, cuirfidh éifeachtúlachtaí seachadta an mhíle dheireanaigh ar chumas na hoibríochta gnó na mbeartán a mhéadú a thuilleadh agus, ag an am céanna, an oibríocht a bheith ar an méid cheart ar aon dul leis an laghdú ar mhéid an phoist thraidisiúnta.

Tá branda An Post Commerce ag cur ardán fáis ar fáil don ghnó Poist agus Beartán inár bpríomhmhargaí, is iad sin beartáin, post agus meáin phoist.

**Múnla Oibriúcháin**

Tá athrú leanúnach ag teacht ar ár múnla oibriúcháin. Tá ár seirbhísí leathnaithe againn chun seachadadh ar an Satharn a chur san áireamh agus tá taithí ár gcustaiméirí á feabhsú le feabhsuithe digiteacha agus teicneolaíochta ar ár gcumarsáid. Leathnaíomar ár bhflít go dtí níos mó ná 3,200 feithicil an bhliain seo caite le go mbeadh seachadadh na mbeartán níos fearr dár gcustaiméirí.

**Inbhuanaitheacht**

Bíonn tionchar nach beag ag inbhuanaitheacht, agus ag na feabhsuithe éagsúla a bheidh ag teastáil ó ghnó amach anseo, ar ár ngnó Poist agus Beartán. Ina thaobh sin déanaimid an seachadadh ar fad idir na canálacha i mBaile Átha Cliath i bhfeithiclí leictreacha anois agus tá pleananna againn chun é sin a dhéanamh i gcathracha eile na hÉireann go luath.

**Garrett Bridgeman**
An Stiúrthóir Bainistíochta
Post agus Beartáin An Post

€614.4m

€18.6m

Ioncam

2.312m

Déantar freastal ar 2.312m pointe seachadta gach lá

30%



Líon na mbeartán

6.3%



Meath ar phost traidisiúnta

# Athbhreithniú ar Chúrsaí Miondíola



**Is é an straitéis atá forbartha don ghnó Miondíola ná táirgí nua a sheoladh, i réimse na Seirbhísí Airgeadais go príomha, chun teacht in áit an ioncaim laghdaithe ó shruthanna traidisiúnta eile ar nós táillí le haghaidh idirbhearta leasa shóisialaigh. B'ionann an láimhdeachas sa ghnó Miondíola agus €162.9m in 2019, méadú ó €159.6m an bhliain roimhe sin.**

### Seirbhísí Airgeadais

Seoladh ár mbranda nua 'An Post Money' i mí an Mhárta. Tugann sé seo le chéile ár dtáirgí agus tairiscintí seirbhísí airgeadais go léir faoi aon scáth amháin. Ár gcuspóir branda 'Human about Money' is bonn leis an gcaoi a bpléimid lenár gcustaiméirí trínár dtáirgí agus seirbhísí a bheith cóir agus tapa agus smacht a thabhairt do chustaiméirí ar a gcuid airgid.

Bainistíonn an gnó Miondíola €21.2 billiún de Choigilteas Stáit thar ceann Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta (GBCN). Tá an gnó fós ag plé le GBCN agus é mar aidhm aige eispéireas foriomlán na gcustaiméirí Coigiltis Stáit a fheabhsú.

Seoladh ár gCárta Airgeadraí FX i gceathrú 1 agus tá deich mórairgeadra ar fáil ar aon chárta amháin. Cuireadh feabhas ar an táirge i mí na Samhna nuair a cuireadh sé airgeadra breise leis an gcárta. I mí Iúil chuireamar seirbhísí airgid malartáin eachtraigh breise ar fáil trínár líonra brainsí.

Tugadh chun an mhargaidh ár dtairiscint le haghaidh creidmheas tomhaltóirí - an cárta creidmheasa is fearr ar an margadh agus iasachtaí pearsanta suas le €75,000. Go dtí seo bhain An Post 15% de dhíolacháin cártaí creidmheasa nua amach agus is é an soláthraí cártaí creidmheasa is mó é i ndiaidh Bhainc-Aontas Éireann (AIB) agus Bhanc na hÉireann. Tá líon na gcustaiméirí a bhfuil cuntas reatha acu linn fós ag méadú go mór agus tháinig fás 60% air in 2019 le hais 2018.

### Claochlú an Líonra

943 oifig a bhí sa líonra Oifigí Poist ag deireadh 2019. Oibríonn an chuideachta 45 díobh sin agus oibríonn conraitheoirí 898 díobh. Tá 60% de na hOifigí Poist ar Conradh ar an suíomh céanna anois le gnólachtaí miondíola eile a mbíonn a lán custaiméirí acu. Rud eile a thacaigh leis an gclár um Chlaochlú Miondíola ná gur osclaíodh ceithre oifig Coincheapa nua le cuntair plean oscailte in 2019.

### Seirbhísí Rialtais

Cuireann an gnó Miondíola a lán seirbhísí ar fáil do shaoránaigh na hÉireann thar ceann an Rialtais. Tá an gnó fós ag plé go fairsing leis an Rialtas chun na seirbhísí a chuirimid ar fáil faoi láthair a fheabhsú agus chun seirbhísí a d'fhéadfaí a chur ar fáil do shaoránaigh na hÉireann a thabhairt chun solais.

### Príomhsheirbhísí Eile

Cuireann an Líonra Oifigí Poist seirbhísí eile ar fáil freisin, cuir i gcás An Post Mobile agus Dearbháin Bhronntanais. Baineadh amach fás dhá fhigiúr ar dhíolacháin Dearbhán Bronntanas a díoladh tríd an líonra Oifigí Poist in 2019.

### An Post Insurance

Bhí bliain an-rathúil ag An Post Insurance (fochuideachta idirghabhálaí árachais ar lánúinéireacht An Post) agus tháinig méadú 3.4% ar líon na sealbhóirí polasaí. Mar bhonn agus mar thaca ag an rath sin bhí iomaíochas praghsanna níos fearr d'árachas cairr agus tí, chomh maith le claochlú na n-aistear luachana agus ceannaigh ar líne do chustaiméirí ar anpostinsurance.ie.

**Debbie Byrne**
An Stiúrthóir Bainistíochta
Miondíol An Post

€162.9m



€3.3m

Ioncam

€21.2bn

Coigilteas Stáit a bainistíodh

€311m

Díolacháin FX

€14bn

Luach na n-idirbheart
ag na cuntair

# Tuarascáil na Stiúrthóirí

Is cúis áthais do na Stiúrthóirí Tuarascáil na Stiúrthóirí a chur i láthair mar aon le ráitis airgeadais iniúchta an Ghrúpa don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019.

## 1. An Grúpa agus a Phríomhghníomhaíochtaí

Is é príomhghníomhaíocht an Ghrúpa an tseirbhís phoist náisiúnta agus gréasán na nOifigí Poist a oibriú. Bainistíonn sí roinnt fiontair thráchtála freisin agus tá infheistíocht aici in Premier Lotteries Ireland (PLI), oibreoir an Chrannchuir Náisiúnta.

## 2. Torthaí

Tá mionsonraí na dtorthaí don bhliain leagtha amach sa ráiteas comhdhlúite ioncaim ar leathanach 25 agus sna nótaí a ghabhann leis na ráitis airgeadais. Níor íoc na stiúrthóirí díbhinn eatramhach (2018: Neamhní), agus ní mholann siad íocaíocht díbhinne deiridh don bhliain (2018: Neamhní).

## 3. Athbhreithniú Gnó

Tá an brabús €41.9m roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas i bhfad níos fearr ná an brabús coibhéiseach €37.6m in 2018. Déileáiltear níos mine leis an athbhreithniú ar ghnó don bhliain i dTuarascáil an Phríomhfheidhmeannaigh (leathanach 5) agus san Athbhreithniú ar Chúrsaí Airgeadais (leathanach 7).

Tugann na stiúrthóirí agus an lucht bainistíochta aird ar réimse príomhtháscairí feidhmíochta (PTFanna) chun monatóireacht a dhéanamh ar fheidhmíocht, iad seo san áireamh:

| PTF | Feidhmíocht in 2019 | Feidhmíocht in 2018 |
|---|---|---|
| **Toradh Oibriúcháin** | | |
| Brabús roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas | 4.7% | 4.2% |
| Costais foirne mar chéatadán de na costais oibriúcháin iomlána | 58.8% | 58.1% |
| Costais máistrí poist mar chéatadán de na costais oibriúcháin iomlána | 7.7% | 8.1% |
| Costais oibriúcháin eile mar chéatadán de na costais oibriúcháin iomlána | 33.5% | 33.8% |
| **Foireann - Meán-Choibhéisí Lánaimseartha (CLA)** | | |
| Cuideachta | 9,061 | 8,930 |
| Fochuideachtaí | 690 | 793 |
| Grúpa | 9,751 | 9,723 |
| **Gnó poist agus beartán** | | |
| Ioncam ó phost agus ó bheartáin | €614.4m | €595.8m |
| Laghdú ar líon na míreanna croílár postais | (6.3%) | (7.3%) |
| **Gnó miondíola** | | |
| Idirbhearta leasa sóisialta | 29.5m | 31.2m |
| Idirbhearta Billpay | 16.0m | 17.0m |
| Díolacháin ceadúnais teilifíse | 1.48m | 1.48m |
| Táirgí Infheistíochta - insreabhadh/(eis-sreabhadh) glan ón gciste | €219.5m | (€189.8m) |
| Banc Taisce An Post - glan-insreabhadh ciste | €112.1m | €186.2m |
| Duaisbhannaí - glan-insreabhadh ciste | €239.6m | €245.1m |
| **Seirbhís do Chustaiméirí** | | |
| Gearáin i scríbhinn | 31,357 | 30,214 |
| Fiosrúcháin ar an teileafón | 680,504 | 746,614 |

## 4. Príomhrioscaí agus Príomhéiginnteachtaí

De réir an cheanglais go ndéanfaí anailís ar na príomhrioscaí agus na ar na héiginnteachtaí atá ann d'fhorbairt an Ghrúpa agus na Cuideachta sa todhchaí, sainaithníodh na nithe seo a leanas:

- Custaim 2020, drochthionchar ríomhthráchtála
- An Breatimeacht; níor comhaontaíodh margadh trádála faoi dheireadh na hIdirthréimhse
- Struchtúr Costas dolúbtha agus neamhéifeachtach
- Luas an athraithe rómhall ag caidreamh tionsclaíoch
- An Líonra Oifigí Poist - inbhuanaitheacht oifigí poist aonair
- Cumas le tacú le hathrú sa Ghnó TF
- Iontrálaí nua a bhfuil sé ar a chumas méid mór a sheachadadh
- Inbhuanaitheacht - drochthionchar ar ríomhthráchtáil
- Tionchar ag moill reachtaíochta ar mhaoiniú na straitéise
- Cumas le haghaidh athrú eagraíochta
- Acmhainn chun paicéid agus beartáin a sheachadadh
- Comhlíonadh rialála ag seirbhísí airgeadais
- An ráig den choróinvíreas

Rinne na stiúrthóirí anailís orthu sin agus ar rioscaí eile agus tá cláir oiriúnacha ar bun chun na rioscaí seo a bhainistiú agus a rialú. Sa Ráiteas ar Rialachas Corparáideach, ar cuid de Thuarascáil na Stiúrthóirí é, leagtar amach na beartais agus an cur chuige maidir le rioscaí, agus na nósanna imeachta agus freagrachtaí rialaithe inmheánaigh a bhaineann leo. Rinne na stiúrthóirí a machnamh ar ghnóthas leantach freisin mar a leagtar amach i nóta 1 leis na ráitis airgeadais.

## 5. Na Stiúrthóirí, an Rúnaí agus a Leasanna

Chuir Ed Murray agus Jennifer Loftus críoch lena dtréimhsí oifige i Márta 2019. Cheap an tAire Kieran Mulvey ar an mBord ar an 16 Meán Fómhair 2019. Ní raibh aon athruithe eile ar chomhdhéanamh an Bhoird ó dháta thuarascáil dheireanach na stiúrthóirí.

Na stiúrthóirí agus an rúnaí a bhí in oifig ar an 31 Nollaig 2019, ní raibh leas ar bith acu i scaireanna ná i mbintiúir na Cuideachta ná aon chuideachta sa Ghrúpa am ar bith i gcaitheamh na bliana airgeadais 2019.

## 6. Fostaithe

Is fostóir comhionannais deiseanna é an Grúpa. Breithnítear gach iarratas ar fhostaíocht go hiomlán agus go cóir, tugtar aird chuí ar infheidhmeacht agus ar chumas an duine agus ar riachtanais an phoist a bhíonn i gceist. Caitear le gach duine ar an gcaoi chéanna ó thaobh oiliúna, forbairt ghairme agus ardú céime. Is cúis áthais do An Post a dheimhniú go sáraíonn fostaíocht daoine faoi mhíchumas an sprioc 3% a leagadh amach faoin Acht um Míchumas, 2005. Ba dhaoine faoi mhíchumas 5.49% de na fostaithe in 2019.

Tá An Post meáite ar na caighdeáin is airde sábháilteachta agus na cleachtais shábháilte a chinntiú dá chuid fostaithe, conraitheoirí agus do bhaill an phobail ach teacht roimh dhíobháil agus roimh dhrochshláinte agus na hardchaighdeáin a leagtar amach i gCóras Bainistithe Sábháilteachta na cuideachta a chur i bhfeidhm. Baintear é sin amach ach cloí le ceanglais an Achta um Shábháilteacht, Sláinte agus Leas ag an Obair, 2005, leis na Rialachán um Shábháilteacht, Sláinte agus Leas ag an Obair (Feidhm Ghinearálta), 2007 (arna leasú), agus le haon fhorálacha reachtúla ábhartha eile. Sa bhliain 2019, bhí 1.6 timpiste ama caillte in aghaidh gach 100,000 uair an chloig oibre, feabhas 40% ar fhigiúirí 2018.

Choinnigh An Post a chreidiúnú le Caighdeán an Chórais Bhainistithe Sláinte agus Sábháilteachta Ceirde, OHSAS 18001: 2007 gan deacracht, agus aistreoidh sé go caighdeán sábháilteachta nua ISO 45001 sa chéad chuid de 2020. D'fhreastail 2,920 fostaí ar shainchúrsaí oiliúna sábháilteachta in 2019. Ghlac 211 tiománaí cabhlaigh páirt sa chlár 'Tiománaí Gairmiúil' bunaithe ar riosca, agus rinne 508 tiománaí HGV eile modúil CPC do thiománaithe gairmiúla i rith na bliana. Lena chois sin, rinne 483 tiománaí traenáil chun dul i dtaithí ar ríomhfheithiclí. Tá a dhícheall á dhéanamh ag An Post feasacht na bhfostaithe agus na gconraitheoirí ar riachtanas na gcaighdeán sábháilteachta is airde a mhéadú.

## 7. Íoc Pras Cuntas

Is é beartas An Post ceanglais na reachtaíochta ábhartha maidir le híoc pras cuntas a chomhlíonadh. Is iad téarmaí caighdeánacha creidmheasa glactha an Ghrúpa, mura sonraítear a mhalairt i socruithe conartha, 30 lá. Tá rialuithe inmheánacha cuí i bhfeidhm, lena n-áirítear róil agus freagrachtaí a shainmhínítear go soiléir agus tuairisciú agus athbhreithniú míosúil ar chleachtais íocaíochta. Tugann na nósanna imeachta sin dearbhú réasúnta cé nach bhfuil sé absalóideach in aghaidh neamh-chomhlíonadh ábhartha na rialachán.

## 8. Liúntas Cúramóra: Bainistiú Riosca an Chisteáin

Déantar bainistiú ar oibriúcháin chisteán an Ghrúpa faoi réir beartais a d'fhaomh an Bord. Tá ionstraimí airgeadais an Ghrúpa teoranta d'airgead tirim, do thaiscí téarma agus d'iasachtaí nó do rótharraingtí bainc agus mar sin tá neamhchosaint oibríochta an Ghrúpa do rioscaí airgeadais teoranta. De bharr bheartas bainistithe an Ghrúpa i leith riosca don chisteán, is féidir suíomhanna teoranta fálaithe a thógáil maidir le hairgeadra eachtrach ach ní chuimsítear úsáid díorthach.

## 9. Taifid Chuntasaíochta

Trí fhoireann le saineolas cuí a fhostú agus acmhainní dóthanacha a sholáthar don fheidhm airgeadais, creideann na stiúrthóirí go bhfuil riachtanais Alt 281 go hAlt 285 d'Acht na gCuideachtaí, 2014 maidir le taifid leordhóthanacha chuntasaíochta comhlíonta acu. Coinnítear taifid chuntasaíochta na Cuideachta ag áitreabh na Cuideachta in Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1, D01 F5P2.

## 10. Ráiteas um Chomhlíonadh na Stiúrthóirí

Aithníonn na stiúrthóirí go bhfuil siad freagrach as a chinntiú go gcomhlíonann an Chuideachta a chuid oibleagáidí ábhartha. Ina theannta sin, dearbhaíonn na stiúrthóirí gur cuireadh doiciméad um beartas i leith comhlíonadh i dtoll a chéile ina leagtar amach beartais atá oiriúnach don Chuideachta maidir leis an gCuideachta a bheith ag comhlíonadh a cuid oibleagáidí iomchuí, agus go bhfuil socruithe nó struchtúir chuí i bhfeidhm atá, inár dtuairim, saincheaptha chun comhlíonadh ábhartha a cuid oibleagáidí iomchuí ag an gCuideachta a áirithiú, agus go ndearnadh athbhreithniú ar na socruithe nó struchtúir dá dtagraítear thuas i gcaitheamh na bliana airgeadais.

## 11. Deonacháin Pholaitiúla

I rith na bliana airgeadais dar chríoch an 31 Nollaig 2019, ní dhearna an Grúpa aon ranníocaíocht pholaitiúil a d'éileodh nochtadh faoin Acht Toghcháin, 1997.

## 12. Iar-theagmhais

Is teagmhas an-suntasach é an tionchar atá ag cás COVID-19 ar Éirinn agus ar ghnó An Post. Níl aon toradh air sin ar gá na Ráitis Airgeadais a choigeartú dá bharr. Tá na Stiúrthóirí agus an feidhmeannas thar a bheith dáiríre faoin gcás agus déanfaidh siad monatóireacht ar an tionchar ar an ngnó ar bhonn leanúnach.

Tá na hoibríochtaí gnó ag leanúint ar aghaidh fad is atá bearta á gcur i bhfeidhm chun sláinte agus sábháilteacht fostaithe agus custaiméirí a chosaint mar aon leis an gcomhairle is fearr a fháil ó shaineolaithe sláinte agus ón eolaíocht. Tá oibríochtaí ag leanúint ar aghaidh agus tá pleananna á gcur i bhfeidhm chun dul i ngleic le cásanna ina gcuirfí isteach ar an ngnó. Tá obair chianda á héascú chun cabhrú leis an iarracht náisiúnta i leith scaradh sóisialta agus mar sin de.

Tá monatóireacht chúramach á déanamh ar an bhfeidhmíocht trádála agus ar na hoibríochtaí. Tá na hoibríochtaí agus na leibhéil ghníomhaíochta á gcoimeád go dtí seo agus tá an gnó ag dul i dtaithí ar na bealaí oibre a theastaíonn.

## 13. Gnóthas Leantach

Tá ionchas réasúnta ag an mBord Stiúrthóirí go mbeidh a dhóthain acmhainní ag an nGrúpa chun fanacht i ngnó ar feadh tréimhse 12 mhí ar a laghad ón dáta ar faomhadh na ráitis airgeadais seo. Mar gheall air sin, tá siad fós ag glacadh leis an mbonn 'gnóthas leantach' agus na ráitis airgeadais á n-ullmhú acu. Tá sonraí leagtha amach i nóta 1 leis na ráitis airgeadais.

## 14. Rialú Corparáideach

### 14.1 An Cód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (2016)

Tá an Bord freagrach as a chinntiú gur chloígh An Post le riachtanais an Chóid Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú ("an Cód") a d'fhoilsigh an Roinn Caiteachais Phoiblí agus Athchóirithe i mí Lúnasa 2016. Ghlac an Bord leis an gCód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (2016) agus chuir sé nósanna imeachta i bhfeidhm chun comhlíonadh an Chóid a chinntiú agus bhí sé ag cloí go hiomlán leis an gCód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú do 2019.

### 14.2 Freagrachtaí an Bhoird

Tá obair agus freagrachtaí an Bhoird leagtha amach sna Téarmaí Tagartha don Bhord. Chomh maith leis sin tá sceideal nithe ag an gCuideachta a choinnítear siar go sonrach lena gcinneadh ag an mBord. Ar na nithe seasta a bhreithníonn an Bord tá dearbhú leasa, tuarascálacha ó choistí, tuarascálacha airgeadais/cuntais bhainistíochta, tuarascálacha feidhmíochta agus ábhair fhorchoimeádta.

Chomh maith le bheith freagrach as an gCuideachta a bheith an coinneáil taifid chuntasaíochta leordhóthanacha, mar a éilítear le hAcht na gCuideachtaí 2014, ceanglaíonn Alt 32 den Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide 1983 ("an tAcht") ar an mBord gach cuntas ceart agus gnách ar an airgead a fuair sé agus a chaith sé a choinneáil i bhformáid is cuí leis an Aire le toiliú an Aire Caiteachais Phoiblí agus Athchóirithe. Agus na ráitis airgeadais seo á n-ullmhú ag an mBord, ceanglaítear

air: beartais chuntasaíochta oiriúnacha a roghnú agus iad a chur i bhfeidhm ar bhonn comhsheasmhach; breithiúnais agus meastacháin atá réasúnach agus stuama a dhéanamh; Ráitis Airgeadais a ullmhú ar bhonn gnóthais leantaigh, ach amháin i gcás nach cuí a thoimhdiú go leanfar den oibríocht; agus a dhearbhú cé acu a comhlíonadh nó nár comhlíonadh na caighdeáin chuntasaíochta infheidhme, faoi réir aon imeacht ábhartha atá nochta agus mínithe sna Ráitis Airgeadais.

Tá an Bord freagrach as taifid chuntasaíochta imleora a choinneáil a insíonn, le cruinneas réasúnach tráth ar bith, a staid airgeadais agus a chuireann ar a chumas a chinntiú go gcomhlíonann na ráitis airgeadais Alt 32 den Acht. Is ar an mBord a thiteann an fhreagracht as ardchaighdeán na faisnéise corparáidí agus airgeadais ar shuíomh gréasáin An Post agus as an bhfaisnéis sin a choinneáil cothrom le dáta. Tá an Bord freagrach as an bplean agus buiséad bliantúil a fhaomhadh. Déantar meastóireacht ar fheidhmíocht An Post de réir an phlean bhliantúil agus an bhuiséid bhliantúil ag gach cruinniú Boird. Tá an Bord freagrach freisin as a sócmhainní a chosaint agus, dá bhrí sin, as bearta reasúnta a ghlacadh chun calaois agus mírialtachtaí eile a chosc agus a bhrath.

Measann an Bord go dtugann na ráitis airgeadais léargas fíreannach cóir ar fheidhmíocht airgeadais agus staid airgeadais An Post amhail an 31 Nollaig 2019.

## 14.3 Struchtúr an Bhoird

Is é an Bord Stiúrthóirí a rialaíonn an Grúpa. Is iad príomhrólanna an Bhoird maoirsiú a dhéanamh ar oibriúchán an Ghrúpa, cinnireacht a sholáthar, cuspóirí straitéiseacha a fhaomhadh agus a chinntiú go gcuirtear na hacmhainní airgeadais agus eile atá riachtanach ar fáil ionas gur féidir na cuspóirí sin a bhaint amach. Fágtar ábhair áirithe go sonrach faoin mBord chun cinneadh a dhéanamh ina leith. Áirítear ar na freagrachtaí sonracha a fhágtar faoin mBord: straitéis an Ghrúpa a shocrú agus buiséad bliantúil agus réamh-mheastacháin mheántéarmacha a fhaomhadh; feidhmíocht oibriúcháin agus feidhmíocht airgeadais a athbhreithniú; mórchaiteachas caipitil a fhaomhadh; córais rialaithe airgeadais agus bainistithe rioscaí an Ghrúpa a athbhreithniú; a chinntiú go bhfuil pleananna forbartha bainistíochta agus pleananna comharbais cuí ann; feidhmíocht chomhshaoil, sláinte agus sábháilteachta an Ghrúpa a athbhreithniú; ceapachán Rúnaí na Cuideachta a fhaomhadh; agus a chinntiú go mbíonn idirphlé sásúil á dhéanamh leis na scairshealbhóirí.

Tá na freagrachtaí seo a leanas tarmligthe ag an mBord chuig an mbainistíocht: pleananna straitéiseacha, atá le breithniú ag an mBord, a léiríonn cuspóirí agus tosaíochtaí níos fadtéarmaí arna mbunú ag an mBord a fhorbairt agus a mholadh; straitéisí agus beartais an Ghrúpa, arna gcinneadh ag an mBord, a chur i bhfeidhm; monatóireacht a dhéanamh ar thorthaí oibriúcháin agus airgeadais in aghaidh pleananna agus buiséad; leithdháileadh acmhainní teicniúla agus acmhainní daonna a chur in ord tosaíochta; agus córais bainistithe rioscaí a fhorbairt agus a chur i bhfeidhm.

## 14.4 Comhaltaí an Bhoird

Tá 14 stiúrthóir ar an mBord, lena n-áirítear an Cathaoirleach, an Príomhoifigeach Feidhmiúcháin, cúigear stiúrthóirí ar fostaithe iad, stiúrthóir amháin ar máistir poist í agus seisear stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin. I gcás gach comhalta reatha, tugtar an dáta ar cheap an tAire é/í agus tréimhse an cheapacháin sa tábla thíos:

| Comhalta Boird | Ról | An dáta ar cheap an tAire é/í | Téarma |
|---|---|---|---|
| Dermot Divilly | An Cathaoirleach | 01/12/2015 | 5 bliana |
| Noel Adamson | Stiúrthóir ar fostaí é | 01/11/2016 (2nd Term) | 4 bliana |
| Carol Bolger | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 11/05/2017 | 5 bliana |
| Deirdre Burns | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 11/05/2017 | 5 bliana |
| Peter Coyne | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 31/10/2018 | 5 bliana |
| Thomas Devlin | Stiúrthóir ar fostaí é | 01/11/2016 (4ú Téarma) | 4 bliana |
| Pádraig McNamara | Stiúrthóir ar máistir poist é | 01/01/2019 | 3 bliana |
| David McRedmond | Príomhoifigeach Feidhmiúcháin an Ghrúpa | 03/10/2016 | 7 bliana |
| William Mooney | Stiúrthóir ar fostaí é | 01/11/2016 (2nd Term) | 4 bliana |
| Kieran Mulvey | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 16/9/2019 | 5 bliana |
| Martina O'Connell | Stiúrthóir ar fostaí í | 01/11/2016 (2ú Téarma) | 4 bliana |
| Mary O'Donovan | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 31/10/2018 | 5 bliana |
| Niall Phelan | Stiúrthóir ar fostaí é | 01/11/2016 | 4 bliana |
| James Wrynn | Stiúrthóir neamhfheidhmiúcháin | 15/09/2016 (2ú Téarma) | 5 bliana |

## 14. Rialú Corparáideach ar lean

### 14.4 Comhaltaí an Bhoird ar lean

Is é an tAire Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil a cheapann na stiúrthóirí go léir ar an mBord agus leagtar amach a gcoinníollacha ceapacháin agus a dtáillí i scríbhinn.

Toghtar fostaithe mar stiúrthóirí de réir na nAchtanna um Páirteachas Lucht Oibre (Fiontair Stáit) 1977 go dtí 1993 ar feadh téarma ceithre bliana. Toghtar máistir poist mar stiúrthóir de réir Alt 81 den Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide, 1983 ar feadh téarma trí bliana. Ceaptar na stiúrthóirí eile ar fad ar théarma buan, téarma cúig bliana de ghnáth.

### 14.5 Príomhathruithe ar Phearsanra

Tháinig deireadh le tréimhsí Ed Murray agus Jennifer Loftus in 2019. De réir an Achta agus de bhun próiseas ar thug an tSeirbhís um Cheapacháin Phoiblí faoi, cheap an tAire comhalta neamhfheidhmiúcháin, Kieran Mulvey.

Mar gheall ar a stádas dleathach mar Chuideachta Stáit agus freagracht a phríomh-scairshealbhóra ó thaobh ceapadh stiúrthóirí de, creideann an Bord go bhfuil na hoibleagáidí ar fad a éilítear maidir le ceapadh stiúrthóirí comhlíonta aige.

### 14.6 Oiliúint Ionduchtúcháin agus Leanúnach

Nuair a cheaptar stiúrthóirí nua, bíonn orthu uile a bheith páirteach i gclár insealbhaithe mar a bhfaighidh siad faisnéis faoin nGrúpa, faoi ról an Bhoird agus faoi na hábhair a fhágtar faoin mBord le cinneadh, faoi théarmaí tagartha agus faoi chomhaltas an Bhoird agus phríomh-Choistí an Bhoird, faoi chleachtais agus nósanna imeachta rialachas chorparáideach an Ghrúpa, lena n-áirítear na freagrachtaí a tharmligtear chuig bainistíocht shinsearach an Ghrúpa, agus an fhaisnéis airgeadais is déanaí maidir faoin nGrúpa. Go hiondúil bíonn cruinnithe forlíontacha acu freisin le feidhmeannaigh thábhachtacha shinsearacha. Bíonn na stiúrthóirí á dtabhairt cothrom le dáta go leanúnach trí nótaí mionteagaisc i scríbhinn agus trí chruinnithe le feidhmeannaigh shinsearacha, le linn a dtréimhse i seilbh oifige, maidir le gnó an Ghrúpa, na timpeallachtaí iomaíocha agus rialaithe ina bhfeidhmíonn sé, cúrsaí a bhaineann le freagracht chorparáideach shóisialach agus athruithe eile a mbeidh tionchar acu ar an nGrúpa agus ar an tionscal poist ina iomláine. Cuirtear stiúrthóirí ar an eolas freisin, nuair a cheaptar iad, i scríbhinn agus trí chruinnithe pearsanta le Rúnaí na Cuideachta, maidir lena bhfreagrachtaí agus lena n-oibleagáidí ó thaobh an dlí agus eile agus iad ina stiúrthóirí. Tugtar cothrom le dáta iad chomh maith maidir le hathruithe ar riachtanais rialachais agus dlí an Ghrúpa agus orthu féin mar stiúrthóirí. Tá rochtain ag gach stiúrthóir ar chomhairle agus ar sheirbhísí Rúnaí na Cuideachta.

### 14.7 Ról an Chathaoirligh agus Ról Phríomhoifigeach Feidhmiúcháin an Ghrúpa

Ní hionann an Cathaoirleach agus Príomhoifigeach Feidhmiúcháin (POF) an Ghrúpa. Is é an Cathaoirleach a stiúrann an Bord lena straitéis a chinneadh agus lena chuspóirí a bhaint amach. Tá an Cathaoirleach freagrach as gnó an Bhoird a eagrú, as éifeachtacht an Bhoird a chinntiú agus as clár oibre an Bhoird a leagan amach.

Éascaíonn an Cathaoirleach obair éifeachtach gach stiúrthóra agus caidreamh úsáideach idir an stiúrthóir feidhmeannach agus na stiúrthóirí eile, cinntíonn sé go bhfaigheann stiúrthóirí faisnéis ábhartha, chruinn agus thráthúil agus bainistíonn sé cumarsáid éifeachtach le scairshealbhóirí.

Tá an Príomhoifigeach Feidhmiúcháin i gceannas ar an nGrúpa go díreach, ó lá go lá, agus tá sé freagrach as feidhmíocht airgeadais agus oibriúcháin an Ghrúpa.

Bíonn cumarsáid leanúnach faoi shaincheisteanna straitéiseacha ag an mBord, tríd an gCathaoirleach agus tríd an mbainistíocht, le scairshealbhóirí na Cuideachta. Tugann an Cathaoirleach agus an Príomhoifigeach Feidhmiúcháin aiseolas don Bhord ar shaincheisteanna a chuireann na scairshealbhóirí faoina mbráid. Freastalaíonn na stiúrthóirí ar fad ar an gCruinniú Ginearálta Bliantúil go hiondúil agus iarrtar ar scairshealbhóirí ceisteanna a chur i rith an chruinnithe agus casadh le stiúrthóirí nuair a bhíonn na himeachtaí foirmiúla críochnaithe.

Tá nósanna imeachta foirmeáilte ag an mBord faoina dtionóltar cruinnithe idir an Cathaoirleach agus na stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin gan an stiúrthóir feidhmiúcháin a bheith i láthair.

### 14.8 Neamhspleáchas na Stiúrthóirí

Tá sé de cheart ag na stiúrthóirí a chinntiú go ndéantar taifead i miontuairiscí an Bhoird ar aon ábhar imní neamhréitithe a bheadh acu maidir le feidhmiú an Ghrúpa nó faoi ghníomh áirithe ar bith. Má bhíonn aon ábhar imní den chineál sin acu, féadfaidh siad, ar éirí as oifig dóibh, ráiteas i scríbhinn a chur faoi bhráid an Chathaoirligh, lena scaipeadh ar an mBord. Tugtar rochtain ar chomhairle ghairmiúil neamhspleách do na stiúrthóirí, ar chostas an Ghrúpa, nuair a mheasfaidh na stiúrthóirí go bhfuil sin riachtanach chun a bhfreagrachtaí mar stiúrthóirí a chomhlíonadh.

### 14.9 Meastóireacht ar Fheidhmíocht

Tá próiseas foirmiúil glactha agus á fheidhmiú ag an mBord don mheastóireacht ar a fheidhmíocht féin agus ar a bpríomh-Choistí. Áirítear leis seo meastóireacht thréimhsiúil sheachtrach ar fheidhmíocht. Creideann an Bord go mbeadh sé mí-oiriúnach aon mheastóireacht bhreise eile a thabhairt isteach ar stiúrthóirí aonaracha mar gheall ar an gcaoi a gceaptar stiúrthóirí, ar an struchtúr scairsheilbhe agus ar nósanna imeachta reatha an Bhoird.

### 14.10 Coistí Boird

Tá na coistí seo a leanas bunaithe ag an mBord:

1. Tá triúr comhaltaí Boird ar an gCoiste Iniúchóireachta agus Riosca (CIR). Faoina théarmaí tagartha, is ann don Choiste chun cuidiú leis an mBord a chuid freagrachtaí a chomhlíonadh ach monatóireacht a dhéanamh ar:

   - An próiseas tuairiscithe airgeadais;
   - Cé chomh héifeachtach agus atá córas na Cuideachta maidir le rialú inmheánach, iniúchóireacht inmheánach agus bainistíocht riosca;
   - An t-iniúchadh reachtúil ar ráitis airgeadais reachtúla na Cuideachta;
   - Cé chomh héifeachtach agus atá próiseas an iniúchta sheachtraigh agus moltaí a dhéanamh chuig an mBord i ndáil le hiniúchóirí seachtracha a cheapadh, a athcheapadh agus leis an luach saothair a thabharfar dóibh. Tá sé freagrach as a chinntiú go gcoinnítear caidreamh cuí idir an Grúpa agus an t-iniúchóir seachtrach, lena n-áirítear seirbhísí agus táillí neamh-iniúchta a athbhreithniú.
   - Athbhreithniú agus monatóireacht ar neamhspleáchas an iniúchóra reachtúil agus go háirithe seirbhísí breise a sholáthar do An Post.

   Ar mhaithe le neamhspleáchas an iniúchóra sheachtraigh a choinneáil, tá beartais dheimhnithe ag an gCoiste Iniúchóireachta agus Riosca faoi na seirbhísí iniúchta agus neamh-iniúchta is féidir le hiniúchóirí seachtracha an Ghrúpa a sholáthar agus faoin bpróiseas faofa a bhaineann leis na seirbhísí sin. Faoi na beartais sin, ní bheidh obair ar obair chomhairleach í á tairiscint d'iniúchóir seachtrach mura mbeidh éifeachtúlachtaí soiléire agus sochair bhreisluacha don Ghrúpa ag baint leis, agus go gcinntítear go gcoinnítear oibiachtúlacht agus neamhspleáchas an iniúchóra sheachtraigh.

   Is iad baill an CIR ná Deirdre Burns (Cathaoirleach), Peter Coyne agus Mary O'Donovan. Bhí sé chruinniú ag an CIR in 2019.

2. Tá triúr comhaltaí Boird ar an gCoiste um Luach Saothair. Feidhmíonn an Coiste thar ceann an Bhoird agus glacann siad gach cinneadh maidir le beartas i dtaca le luach saothair, sochair, moltaí tríú páirtí agus saincheisteanna gaolmhara. Is iad baill an Choiste seo; Dermot Divilly (Cathaoirleach), David McRedmond agus Carol Bolger. Bíonn an Príomhoifigeach Feidhmiúcháin as láthair nuair a bhítear ag plé nithe a bhaineann lena luach saothair féin. Bhí trí chruinniú ag an gCoiste in 2019.

3. Tá triúr comhaltaí Boird ar an gCoiste Sláinte & Sábháilteachta agus Slándála in 2019. Iad na príomhfhreagrachtaí atá ar an gCoiste ná monatóireacht a dhéanamh ar éifeachtacht Chórais Bainistíochta Sábháilteachta agus Slándála na Cuideachta, é féin a shásamh maidir le comhlíonadh reachtaíocht agus rialacháin infheidhme sábháilteachta agus slándála na Cuideachta, agus a chinntiú go laghdaítear eachtraí chomh híseal agus is féidir go praiticiúil. Déanann an Coiste monatóireacht freisin ar fhorbairt, ar chur i bhfeidhm agus ar fheabhsú leanúnach na straitéisí, na gcórais bainistithe agus na bpróiseas chun a chinntiú go bhfuil rialacháin agus nósanna imeachta leordhóthanacha i bhfeidhm maidir le sláinte agus sábháilteacht agus le slándáil (pleanáil phráinnfhreagartha san áireamh).

   Is iad baill an Choiste seo ná Carol Bolger (Cathaoirleach), Martina O'Connell, Noel Adamson, agus Thomas Devlin a tháinig isteach ar an gCoiste in 2020. Bhí ceithre chruinniú ag an gCoiste in 2019.

4. Tá triúr comhaltaí Boird ar an gCoiste Straitéise. Is iad téarmaí tagartha an Choiste saincheisteanna straitéiseacha a bhreithniú agus moltaí a chur faoi bhráid an Bhoird ina leith, lena n-áirítear an plean straitéiseach a mholadh don Bhord lena ghlacadh. Ina theannta sin, déanann an Coiste monatóireacht ar an tslí a gcuireann lucht bainistíochta an plean straitéiseach aontaithe i bhfeidhm, agus moltar gníomhartha ceartúcháin nó tosaíocht a thabhairt do ghnéithe den phlean, más gá, le linn shaolré an phlean.

   Is iad baill an Choiste seo ná Dermot Divilly (Cathaoirleach), David McRedmond agus Deirdre Burns. Tháing an Coiste le chéile uair amháin in 2019.

## 14. Rialú Corparáideach ar lean

### 14.11 Sceideal Freastail, Táillí agus Speansas

Tá sceideal i dtaca le freastal ar chruinnithe Boird agus Coiste in 2019 leagtha amach thíos. Tá na táillí agus speansais a fuair gach comhalta san áireamh:

| Comhalta | Bord | An Coiste Iniúchóireachta agus Riosca | An Coiste um Luach Saothair | An Coiste Sláinte & Sábháilteachta agus Slándála | An Coiste Straitéise | Táillí 2019 €'000 | Táillí 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|---|---|---|
| Líon na gcruinnithe i gcaitheamh na bliana | 9 | 6 | 3 | 4 | 1 | - | - |
| Dermot Divilly | 9/9 | 1/1 | 3/3 | | 1/1 | 31 | 31 |
| Noel Adamson | 8/9 | - | - | 4/4 | - | 16 | 16 |
| Carol Bolger | 7/9 | - | 3/3 | 4/4 | - | 16 | 16 |
| Deirdre Burns | 9/9 | 6/6 | - | - | 1/1 | 16 | 16 |
| Peter Coyne | 9/9 | 5/5 | - | - | - | 16 | 3 |
| Thomas Devlin | 8/9 | - | - | - | - | 16 | 16 |
| Jennifer Loftus | 1/1 | 1/1 | - | - | - | 3 | 16 |
| David McRedmond | 9/9 | - | 3/3 | - | 1/1 | - | - |
| Padraig McNamara | 7/9 | - | - | - | - | 16 | - |
| William Mooney | 8/9 | - | - | - | - | 16 | 16 |
| Kieran Mulvey | 1/1 | - | - | - | - | 5 | - |
| Ed Murray | 1/1 | - | - | - | - | 3 | 16 |
| Thomas O'Brien | - | - | - | - | - | - | 7 |
| Martina O'Connell | 7/9 | - | - | 3/4 | - | 16 | 16 |
| Mary O'Donovan | 9/9 | 5/5 | - | - | - | 16 | 3 |
| Niall Phelan | 8/9 | - | - | - | - | 16 | 16 |
| Lorraine Tormey | - | - | - | - | - | - | 16 |
| James Wrynn | 8/9 | - | - | - | - | 16 | 16 |
| **Total** | | | | | | 218 | 220 |

B'ionann na speansais a íocadh le Stiúrthóirí in 2019 agus €7k (2018: €3k).

### 14.12 Ráiteas ar Rialú Inmheánach

**Raon Freagrachta**

Tá Bord An Post freagrach as a chinntiú go bhfuil córas éifeachtach um rialú inmheánach á choimeád agus á fheidhmiú. Is cuid den fhreagracht sin riachtanais an Chóid Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (2016).

**Cuspóir an Chórais um Rialú Inmheánach**

Tá an córas um rialú inmheánach deartha chun riosca a bhainistiú sa chaoi is go mbeifear in ann é a sheasamh, seachas deireadh ar fad a chur leis. Ní féidir leis an gcóras dá bhrí sin ach dearbhú réasúnta seachas iomlán a sholáthar go gcosnaítear sócmhainní, go n-údaraítear idirbhearta agus go dtaifeadtar i gceart iad, agus go gcoisctear earráidí nó mírialtachtaí ábhartha nó go mbraitear iad go tráthúil.

Bhí an córas um rialú inmheánach, atá ag teacht le treoir a d'eisigh an Roinn Caiteachais Phoiblí agus Athchóirithe, i bhfeidhm in An Post don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 agus go dtí an dáta ar faomhadh na ráitis airgeadais.

**Cumas chun Riosca a Bhainistiú**

ATá Coiste Iniúchóireachta agus Riosca (CIR) ag An Post ar a bhfuil comhaltaí Boird a bhfuil taithí airgeadais agus iniúchóireachta acu. Is duine acu an Cathaoirleach. Tháinig an CIR le chéile sé huaire in 2019.

Tá feidhm iniúchóireachta inmheánaí bunaithe ag An Post freisin. Tugtar a dóthain acmhainní don fheidhm seo agus cuireann sí clár oibre i gcrích a chomhaontaítear leis an CIR.

Tá beartas bainistíochta riosca forbartha ag an CIR a leagann amach an inghlacthacht riosca agus na próisis bainistíochta riosca atá i bhfeidhm agus a shonraíonn róil agus freagrachtaí na foirne i ndáil le riosca. Eisíodh an beartas chuig gach ball foirne a bhfuiltear ag súil leis go mbeidh siad ag obair taobh istigh de bheartais bainistíochta riosca An Post, ag cur na bainistíochta ar an eolas faoi rioscaí atá ag teacht chun cinn agus faoi laigí sa rialú, agus ag glacadh freagrachta as rioscaí agus rialuithe ina réimse oibre féin.

### Creat um Riosca agus Rialú

Tá córas bainistíochta riosca curtha i bhfeidhm ag An Post a shainaithníonn agus a thuairiscíonn príomhrioscaí agus na gníomhartha bainistíochta atá á nglacadh chun dul i ngleic leis na rioscaí sin agus chun iad a mhaolú a mhéid is féidir.

Tá clár rioscaí i bhfeidhm a shainaithníonn na príomhrioscaí atá roimh An Post. Sainaithníodh iad sin, rinneadh meastóireacht orthu agus grádaíodh iad de réir a suntasachta. Déanann an CIR athbhreithniú ar an gclár agus tugann siad cothrom le dáta é uair gach sé mhí. Baintear úsáid as toradh na measúnithe sin chun acmhainní a phleanáil agus a leithdháileadh lena chinntiú go mbainistítear rioscaí go sásúil.

Sonraíonn an clár rioscaí na rialuithe agus na gníomhartha a theastaíonn chun rioscaí a mhaolú agus sonraíonn sé an fhreagracht as rialuithe a oibriú atá sannta ar bhaill foirne ar leith. Deimhnímid go bhfuil timpeallacht rialaithe, lena mbaineann na gnéithe seo a leanas, i bhfeidhm:

- rinneadh doiciméadú ar nósanna imeachta maidir le gach príomhphróiseas gnó,
- sannadh freagrachtaí airgeadais ag leibhéal bainistíochta le cuntasacht chomhfhreagrach.
- tá córas buiséadaithe cuí ann le buiséad bliantúil a choinníonn lucht bainistíochta sinsearach faoi athbhreithniú
- tá córais ann atá dírithe ar chinntiú shlándáil na gcóras teicneolaíochta faisnéise agus cumarsáide, agus
- tá córais ann chun na sócmhainní a chosaint.

### Monatóireacht agus Athbhreithniú Leanúnach

Tá nósanna imeachta foirmiúla bunaithe chun monatóireacht a dhéanamh ar phróisis um rialú agus cuirtear easnaimh ar an rialú in iúl dóibh siúd atá freagrach as gníomh ceartaitheach a ghlacadh agus don bhainistíocht agus don Bhord, más ábhartha, go tráthúil. Dearbhaímid go bhfuil na córais um monatóireacht leanúnach seo a leanas i bhfeidhm:

- sonraíodh príomhrioscaí agus rialuithe gaolmhara agus cuireadh próisis i bhfeidhm chun monatóireacht a dhéanamh ar fheidhmiú na bpríomhrialuithe sin agus chun aon easnaimh a sonraíodh a thuairisciú,
- bunaíodh socruithe tuairiscithe ag gach leibhéal mar ar sannadh an fhreagracht as bainistiú airgeadais, agus
- déanann lucht sinsearach bainistíochta athbhreithnithe rialta ar thuarascálacha airgeadais tréimhsiúla agus bliantúla a léiríonn feidhmíocht airgeadais i gcomparáid le buiséid/tuartha.

### Soláthar

Tá beartais dhoiciméadaithe i bhfeidhm i dtaca le soláthar. Tá na beartais sin ar aon dul le treoirlínte ón Aontas Eorpach agus ó rialtas na hÉireann. Déantar monatóireacht ar chomhlíonadh na dtreoirlínte sin ó cheann ceann na bliana.

### Athbhreithniú ar Éifeachtacht

Tá nósanna imeachta ag An Post chun monatóireacht a dhéanamh ar a nósanna imeachta um bainistíocht riosca agus rialú. Cuireann obair na n-iniúchóirí inmheánacha agus seachtracha, an Coiste Iniúchóireachta agus Riosca a mhaoirsíonn a gcuid oibre, agus an ardbhainistíocht taobh istigh de An Post atá freagrach as forbairt agus cothabháil an chreata um rialú inmheánach airgeadais bonn eolais faoi mhonatóireacht agus athbhreithniú An Post ar éifeachtacht an chórais um rialú inmheánach airgeadais. I bhfianaise forbairt seirbhísí airgeadais nua agus na dtáirgí seirbhísí airgeadais fairsinge leanúnacha atá á dtairiscint ag An Post, rinneadh infheistíocht i rialuithe agus i gcórais in 2019 chun na ceanglais a bhaineann le maoirsiú Bhanc Ceannais na hÉireann a shásamh. Leanfar den infheistíocht sin in 2020. Rinne an Bord athbhreithniú bliantúil ar éifeachtacht na rialuithe inmheánacha le haghaidh 2019.

### Fadhbanna i dtaca le Rialú Inmheánach

Níor sainaithníodh aon laigí ar rialú inmheánach i ndáil le 2019 ar gá iad a nochtadh sna ráitis airgeadais.

## 14.13 Aird a Tharraingt ar Ábhar Imní

Tá nósanna imeachta i bhfeidhm ag an nGrúpa a chinntíonn go mbíonn socruithe oiriúnacha ann ionas go mbeidh fostaithe in ann aird a tharraingt ar chúrsaí a d'fhéadfadh a bheith míchuí agus é sin a dhéanamh faoi rún, agus go mbeadh gníomh leanúna cuí ann chun déileáil leo ina dhiaidh sin, athbhreithniú an Choiste Iniúchóireachta agus Riosca san áireamh. Cruthaíodh slite a chuirfidh ar chumas daoine éagóir a bhraitear a chur in iúl tríd an bpost, trí ghlao gutháin agus tríd an ríomhphost.

## 14.14 Nithe is gá a nochtadh faoin gCód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú

Tá An Post ag cloí leis na treoirlínte um thuairisciú sa Chód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (2016). Baineann na staitisticí seo a leanas le Grúpa An Post don bhliain airgeadais dar chríoch an 31 Nollaig 2019. Scríobh an Cathaoirleach chuig an Aire Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil le faisnéis mhionsonraithe bhreise.

## 14. Rialú Corparáideach ar lean

### 14.14 Nithe is gá a nochtadh faoin gCód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú ar lean

#### Sochair fostaithe

Déantar sochair ghearrthéarmacha na bhfostaithe don Ghrúpa a chatagóiriú sna bandaí seo a leanas:

| | 2019 Líon fostaithe | 2018 Líon fostaithe |
|---|---|---|
| Faoi bhun €50,000 | 9,992 | 10,387 |
| Idir €50,000 agus €74,999 | 1,421 | 1,427 |
| Idir €75,000 agus €100,000 | 308 | 206 |
| Os cionn €100,000 | 111 | 94 |

#### Taisteal agus siamsaíocht oifigiúil

B'ionann na costais a bhain le taisteal agus caiteachas oifigiúil a tabhaíodh sa bhliain agus €3.605m (2018: €3.819m). Áirítear leis seo taisteal agus cothabháil €7,000 a íocadh go díreach le comhaltaí an Bhoird in 2019 (2018: €3,000).

## 15. Ráiteas na Stiúrthóirí ar chomhlíonadh Threoir an Rialtóra maidir le Córais Chuntasaíochta An Post mar a éilítear faoin Acht um Rialáil Cumarsáide (Seirbhísí Poist), 2011

UFaoin Acht um Rialáil Cumarsáide (Seirbhísí Poist) 2011, éilítear go ndéanfaí nósanna imeachta cuntasaíochta An Post de réir na dtreoracha a leagann ComReg síos agus forálacha áirithe san Acht.

Tugann na stiúrthóirí aitheantas dá bhfreagracht forálacha cuntasaíochta an Achta a chomhlíonadh agus léiríonn an ráiteas seo a leanas an tslí ar fheidhmigh An Post forálacha cuí an Achta agus na Treorach don bhliain chuntasaíochta dar thosach an 1 Eanáir 2019.

### Taifid Airgeadais agus Córais Chuntasaíochta

Tá dóthain sonraí sna taifid airgeadais agus sna córais chuntasaíochta a choinníonn An Post lena chur ar chumas na bainistíochta a chinntiú go gcomhlíonfaidh siad forálacha cuntasaíochta na Treorach. Coinnítear cuntais ar leithligh do gach ceann de na seirbhísí laistigh den tSeirbhís Uilechoiteann.

### Cuntais Scartha

Cuirfear cuntais dheighilte bhrabúis agus chaillteanais agus ráitis ar ghlansócmhainní faoi bhráid ComReg don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019. I gcomhlíonadh na Treorach, tá na cuntais seo á n-athbhreithniú ag comhlacht inniúil a eiseoidh tuairim ar chomhlíonadh na Treorach.

### Lámhleabhar Cuntasaíochta

Ullmhaíodh lámhleabhar mionsonraithe cuntasaíochta a léiríonn raon agus scóip na sonraí atá le bailiú chun an Treoir a chomhlíonadh, agus an bunús a mbeidh na sonraí á leithdháileadh / leithroinnt ar sheirbhísí.

### Ráiteas ar Chomhlíonadh

Creideann na stiúrthóirí, bunaithe ar na céimeanna agus ar na gníomhartha thuas, gur chomhlíon An Post forálacha ábhartha an Achta agus Threoir ComReg a bhaineann le Córais Chuntasaíochta An Post don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019.

## 16. Ráiteas ar Fhreagrachtaí na Stiúrthóirí maidir le Tuarascáil na Stiúrthóirí agus na Ráitis Airgeadais

Tá na stiúrthóirí freagrach as tuarascáil na stiúrthóirí agus na ráitis airgeadais a ullmhú de réir Acht na gCuideachtaí, 2014.

Ceanglaíonn dlí cuideachtaí na hÉireann ar na stiúrthóirí ráitis airgeadais a ullmhú do gach bliain airgeadais. Faoin dlí, roghnaigh na stiúrthóirí ráitis airgeadais an Ghrúpa a chur le chéile de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta Tuairiscithe Airgeadais arna nglacadh ag an Aontas Eorpach ("creat ábhartha tuairiscithe airgeadais") agus ráitis airgeadais na Cuideachta a chur le chéile de réir Chreat um Fhaisnéisiú Laghdaithe FRS 101. Faoi dhlí na gcuideachtaí, ní féidir leis na stiúrthóirí na ráitis airgeadais a fhaomhadh ach amháin má tá siad sásta go dtugann siad léargas fírinneach cóir ar shócmhainní, ar dhliteanais agus ar staid airgeadais na Cuideachta ag dáta deiridh na bliana airgeadais agus ar bhrabús nó ar chaillteanas na Cuideachta don bhliain airgeadais agus go gcomhlíonann siad ar gach slí eile Acht na gCuideachtaí, 2014.

Agus ráitis airgeadais an ghrúpa á gcur le chéile, éilíonn Caighdean Idirnáisiúnta Cuntasaíochta 1 go ndéanfadh stiúrthóirí:

- beartais chuntasaíochta a roghnú agus a chur i bhfeidhm mar is cuí;
- aisnéis, lena n-áirítear beartais chuntasaíochta, a chur i láthair ar bhealach a sholáthraíonn faisnéis ábhartha, iontaofa, inchomparáide agus intuigthe;
- faisneisithe breise a sholáthar nuair nach leor comhlíonadh na gceanglas sonrach le IFRSanna le go mbeidh úsáideoirí in ann tionchar idirbhearta, imeachtaí agus coinníollacha faoi leith eile a thuiscint maidir le staid airgeadais agus feidhmíocht airgeadais an eintitis; agus
- measúnú a dhéanamh ar chumas na Cuideachta leanúint ar aghaidh mar ghnóthas leantach.

Agus ráitis airgeadais na máthairchuideachta á n-ullmhú, ní mór do na stiúrthóirí:

- beartais chuntasaíochta chuí a roghnú agus ansin iad a chur i bhfeidhm go comhsheasmhach;
- breithiúnais agus meastacháin chuntasaíocht a dhéanamh atá réasúnach agus ciallmhar;
- ará cé acu ar leanadh Caighdeán Tuairiscithe Airgeadais 101 an Creat um Fhaisnéisiú Laghdaithe, faoi réir ag aon imeachtaí ábhartha a luaitear agus mhínítear sna ráitis airgeadais; agus
- na ráitis airgeadais a ullmhú ar bhonn an ghnóthais leantaigh seachas má tá sé neamhoiriúnach talamh slán a dhéanamh de go leanfaidh an chuideachta ar aghaidh i ngnó.

Tá na stiúrthóirí freagrach as a chinntiú go gcoimeádann an Chuideachta, nó go socraíonn sí go gcoimeádtar, taifid imleora chuntasaíochta a mhíníonn agus a thaifeadann i gceart idirbhearta na cuideachta, a chuireann ar a chumas gur féidir ag am ar bith sócmhainní, dliteanais, staid airgeadais agus brabús nó caillteanas na cuideachta a chinneadh le cruinneas réasúnta, a chuireann ar a chumas a chinntiú go gcomhlíonann na ráitis airgeadais agus tuarascáil na Stiúrthóirí Acht na gCuideachtaí 2014 agus a chuireann ar a chumas na ráitis airgeadais a iniúchadh.

Tá siad freagrach freisin sócmhainní na Cuideachta a chosaint agus dá réir as céimeanna réasúnta a thógáil chun calaois agus mírialtachtaí eile a chosc agus a aimsiú.

Tá na stiúrthóirí freagrach as cothabháil agus ionracas na faisnéise airgeadais agus corparáidí atá ar shuíomh gréasáin na cuideachta. D'fhéadfadh go bhfuil reachtaíocht in Éirinn a rialaíonn ullmhú agus scaipeadh ráitis airgeadais éagsúil ó reachtaíocht i ndlínsí eile.

## 17. Faisnéis Ábhartha faoin Iniúchadh

Chun críocha Alt 330 d'Acht na gCuideachtaí, 2014, creideann na stiúrthóirí go bhfuil gach céim riachtanach tógtha acu chun iad féin a chur ar an eolas faoi aon fhaisnéis ábhartha a bhaineann leis an iniúchadh agus tá sé deimhnithe acu go bhfuil iniúchóirí reachtúla na Cuideachta ar an eolas faoin bhfaisnéis sin. Go bhfios dóibh, níl aon fhaisnéis ábhartha a bhaineann leis an iniúchadh nach bhfuil ar eolas ag iniúchóirí reachtúla na Cuideachta.

## 18. Iniúchóir

Leanann an t-iniúchóir, Deloitte Ireland LLP, Cuntasóirí Cairte agus Gnólacht Iniúchóireachta Reachtúla, ar aghaidh in oifig de réir Alt 383(2) d'Acht na gCuideachtaí, 2014.

Thar ceann an Bhoird

**Dermot Divilly, Cathaoirleach**
**David McRedmond, Stiúrthóir**

26 Márta 2020

# Tuarascáil ón Iniúchóir Neamhspleách do Chomhaltaí An Post

## Tuarascáil ar an iniúchadh ar na ráitis airgeadais

### Tuairim ar ráitis airgeadais An Post ('an chuideachta')

Inár dtuairim, maidir le ráitis airgeadais an ghrúpa agus na máthairchuideachta:

- gitugann siad léargas fírinneach cóir ar shócmhainní, ar dhliteanais agus ar staid airgeadais an ghrúpa agus na máthairchuideachta amhail an 31 Nollaig 2019 agus ar bhrabús an ghrúpa agus na máthairchuideachta don bhliain airgeadais dar chríoch an tráth sin; agus
- ullmhaíodh iad de réir an chreata tuairiscithe airgeadais ábhartha agus, go háirithe, de réir cheanglais Acht na gCuideachtaí 2014.

Sna ráitis airgeadais atá iniúchta againn tá:

**Ráitis Airgeadais an Ghrúpa:**

- An Ráiteas Comhdhlúite Ioncaim;
- Ráiteas Comhdhlúite maidir le hIoncam Cuimsitheach Eile;
- An Ráiteas Comhdhlúite ar Staid an Airgeadais;
- An Ráiteas Comhdhlúite ar Athruithe ar Chothromas;
- An Ráiteas Comhdhlúite ar Shreabhadh Airgid; agus
- Na nótaí gaolmhara 1 go 33, lena n-áirítear achoimre ar bheartais shuntasacha chuntasaíochta mar a leagtar amach in nóta 1.

**Ráitis Airgeadais na Máthairchuideachta:**

- Ráiteas na Cuideachta ar Staid an Airgeadais;
- Ráiteas na Cuideachta ar Athruithe ar Chothromas;
- Na nótaí gaolmhara 1 go 33, lena n-áirítear achoimre ar bheartais shuntasacha chuntasaíochta mar a leagtar amach in nóta 1.

Is é an creat ábhartha um thuairisciú airgeadais a cuireadh i bhfeidhm chun ráitis airgeadais an ghrúpa a ullmhú ná Acht na gCuideachtaí, 2014 agus Caighdeáin Idirnáisiúnta um Thuairisciú Airgeadais (IFRS) arna nglacadh ag an Aontas Eorpach ("an creat ábhartha um thuairisciú airgeadais"). Is é an creat ábhartha um thuairisciú airgeadais a cuireadh i bhfeidhm chun ráitis airgeadais na máthairchuideachta a ullmhú ná Acht na gCuideachtaí, 2014 agus FRS 101 "Creat um Nochtadh Laghdaithe" ("an creat ábhartha um thuairisciú airgeadais").

### Bunús na tuairime

Rinneamar an t-iniúchadh de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta Iniúchóireachta (Éire) agus de réir dlí infheidhme. Déantar cur síos ar ár bhfreagrachtaí faoi na caighdeáin sin anseo thíos faoi " Freagrachtaí an Iniúchóra as iniúchadh na ráiteas airgeadais" sa tuarascáil.

Táimid neamhspleách ar an ngrúpa agus ar an máthairchuideachta de réir na riachtanas eiticiúil a bhaineann lenár n-iniúchadh ar na ráitis airgeadais in Éirinn, an Caighdeán Eiticiúil a d'eisigh Údarás Maoirseachta Iniúchóireachta agus Cuntasaíochta na hÉireann san áireamh, agus chomhlíonamar na freagrachtaí eiticiúla eile atá orainn de réir na riachtanas seo. Creidimid gur leor agus gur cuí an fhianaise iniúchóireachta a fuaireamar chun bunús a chur faoinár dtuairim.

### Conclúidí i ndáil le gnóthas leantach

Níl aon rud le tuairisciú againn i leith na nithe seo a leanas a n-éilíonn Caighdeáin Idirnáisiúnta Iniúchóireachta orainn tuairisciú duit ina dtaobh sa chás:

- nach cuí an úsáid a bhain na stiúrthóirí as bunús cuntasaíochta an ghnóthais leantaigh agus iad ag ullmhú na ráiteas airgeadais; nó
- nár nocht na stiúrthóirí sna ráitis airgeadais aon neamhchinnteachtaí sainaitheanta a d'fhéadfadh amhras suntasach a chaitheamh ar chumas an ghrúpa nó na máthairchuideachta coinneáil orthu ag glacadh bhunús cuntasaíochta an ghnóthais leantaigh go ceann tréimhse dhá mhí dhéag ar a laghad ón dáta a n-údaraítear na ráitis airgeadais lena n-eisiúint.

### Faisnéis eile

Is iad na stiúrthóirí atá freagrach as an bhfaisnéis eile. Is éard atá san fhaisnéis eile ná an fhaisnéis atá sa Tuarascáil Bhliantúil, seachas na ráitis airgeadais agus ár dtuarascáil iniúchóra orthu. Ní chlúdaíonn ár dtuairim ar na ráitis airgeadais an fhaisnéis eile agus, ach amháin sa chás go luaitear a mhalairt go follasach inár dtuarascáil, ní thugaimid aon dearbhú ina leith sin.

I dtaca lenár n-iniúchadh ar na ráitis airgeadais, is é an fhreagracht atá orainn ná an fhaisnéis eile a léamh agus, fad is atáimid á dhéanamh sin, a bhreithniú an bhfuil an fhaisnéis eile ar neamhréir go hábhartha leis na ráitis airgeadais nó leis an eolas a fuaireamar san iniúchadh nó an ndealraíonn sé go bhfuil sí míshonraithe ar bhealach eile. Má shainaithnímid neamhréireacht ábhartha nó míshonrú ábhartha dealraitheach den sórt sin, ceanglaítear orainn a chinneadh cé acu atá nó nach bhfuil míshonrú ábhartha sna ráitis airgeadais nó míshonrú ábhartha ar an bhfaisnéis eile. Má bhainimid de thátal, bunaithe ar an obair atá déanta againn, go bhfuil míshonrú ábhartha ar an bhfaisnéis eile sin, ceanglaítear orainn é sin a thuairisciú.

Níl aon rud le tuairisciú againn ina thaobh seo.

### Freagrachtaí na stiúrthóirí

Mar a mhínítear sa Ráiteas ar Fhreagrachtaí na Stiúrthóirí, tá na stiúrthóirí freagrach as na ráitis airgeadais a ullmhú agus a bheith sásta go dtugann siad léargas fírinneach cóir agus go gcomhlíonann siad Acht na gCuideachtaí, 2014 ar gach bealach eile, agus as cibé rialú inmheánach a mheasann na stiúrthóirí a bheith riachtanach le go mbeifear in ann ráitis airgeadais a ullmhú atá saor ó mhíshonrú ábhartha, bíodh sin de bharr calaoise nó earráide.

Agus iad ag ullmhú na ráiteas airgeadais, tá na stiúrthóirí freagrach as measúnú a dhéanamh ar chumas an ghrúpa agus na máthairchuideachta leanúint ar aghaidh mar ghnóthas leantach. Ní mór dóibh nithe a bhaineann le gnóthas leantach a nochtadh más infheidhme agus úsáid a bhaint as bunús cuntasaíochta an ghnóthais leantaigh ach amháin má tá sé i gceist ag na stiúrthóirí an grúpa agus an mháthairchuideachta a leachtú nó scor d'oibríochtaí, nó mura bhfuil an dara rogha acu ach é sin a dhéanamh.

### Freagrachtaí an iniúchóra as an iniúchadh ar na ráitis airgeadais

Is iad na cuspóirí atá againn ná dearbhú réasúnta a fháil go bhfuil na ráitis airgeadais ina n-iomláine saor ó mhíshonrú ábhartha, bíodh sin de bharr calaoise nó earráide, agus tuarascáil iniúchóra a eisiúint a bhfuil ár dtuairim san áireamh inti. Is ardleibhéal dearbhaithe é dearbhú réasúnta, ach ní ráthaíocht é go braithfidh iniúchadh a dhéantar de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta Iniúchóireachta (Éire) míshonrú ábhartha i gcónaí nuair is ann dó. Is féidir míshonruithe a dhéanamh de bharr calaoise nó earráide agus meastar go bhfuil siad ábhartha dá mbeadh súil leis go réasúnta go rachaidís, ina n-aonar nó le chéile, i bhfeidhm ar chinntí eacnamaíochta a dhéánann úsáideoirí ar bhonn na ráiteas airgeadais seo.

Mar chuid d'iniúchadh a dhéantar de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta Iniúchóireachta (Éire), cleachtaimid breithiúnas gairmiúil agus bíonn amhras gairmiúil orainn i rith an iniúchta go léir. Déanaimid freisin:

- Na rioscaí a bhaineann le míshonrú ábhartha ar na ráitis airgeadais, bíodh sin de bharr calaoise nó earráide, a shainaithint agus a mheasúnú, nósanna imeachta iniúchóireachta a fhreagraíonn do na rioscaí sin a dhearadh agus a chur i bhfeidhm, agus fianaise iniúchóireachta a fháil ar leor agus cuí í chun bunús a chur faoinár dtuairim. Tá an riosca nach mbraithfear míshonrú ábhartha de bharr calaoise níos mó ná an riosca nach mbraithfear ceann de bharr earráide, ó tharla go bhféadfadh claonpháirteachas, brionnú, easnaimh d'aon turas, mífhaisnéis nó sárú ar rialú inmheánach a bheith i gceist le calaois.
- Tuiscint a fháil ar rialú inmheánach a bhaineann leis an iniúchadh d'fhonn nósanna imeachta iniúchóireachta a dhearadh atá cuí sa chás áirithe atá i gceist, ach ní chun críche tuairim ar éifeachtacht rialú inmheánach an ghrúpa agus na máthairchuideachta a chur in iúl.
- Meastóireacht a dhéanamh ar cé chomh cuí agus a bhí na beartais chuntasaíochta a úsáideadh agus cé chomh réasúnta agus a bhí na meastacháin chuntasaíochta a rinne na stiúrthóirí agus na nithe gaolmhara a nocht siad.
- Tátal a bhaint maidir le cé chomh cuí is atá sé go bhfuil na stiúrthóiri ag úsáid bhunús cuntasaíochta an ghnóthais leantaigh agus, bunaithe ar an bhfianaise iniúchóireachta a fuarthas, cé acu atá nó nach bhfuil neamhchinnteacht ábhartha ann maidir le himeachtaí nó dálaí a d'fhéadfadh amhras suntasach a chaitheamh ar chumas an ghrúpa agus na máthairchuideachta leanúint ar aghaidh mar ghnóthas leantach. Má bhainimid de thátal go bhfuil éiginnteacht ábhartha ann, ceanglaítear orainn aird a tharraingt i dtuarascáil an iniúchóra ar na nithe gaolmhara a nochtadh sna ráitis airgeadais nó, mura leor na nithe sin, ár dtuairim a leasú. Tá ár gconclúidí bunaithe ar an bhfianaise iniúchóireachta a fuaireamar go dtí dáta thuarascáil an iniúchóra. D'fhéadfadh sé, áfach, nach leanfadh an t-aonán (nó, más ábhartha, an grúpa) ar aghaidh mar ghnóthas leantach de bharr imeachtaí nó dálaí amach anseo.
- Meastóireacht a dhéanamh ar chur i láthair, ar struchtúr agus ar ábhar na ráiteas airgeadais trí chéile, na nithe a nochtadh san áireamh, agus cé acu a léiríonn nó nach léiríonn na ráitis airgeadais na hidirbhearta agus na himeachtaí atá taobh thiar díobh ar bhealach a chuireann i láthair go cóir iad.
- Fianaise iniúchóireachta leordhóthanach chuí a fháil i ndáil le faisnéis airgeadais na ngníomhaíochtaí gnó laistigh den ghrúpa chun tuairim ar na ráitis airgeadais (chomhdhlúite) a chur in iúl. Tá iniúchóir an ghrúpa freagrach as treo, maoirsiú agus feidhmíocht iniúchadh an ghrúpa. Is é iniúchóir an ghrúpa amháin atá freagrach as tuairim an iniúchta fós.

Téimid i gcomhairle leo siúd atá freagrach as rialachas i ndáil le, i measc nithe eile, an raon agus an t-am atá beartaithe don iniúchadh agus fionnachtana suntasacha ón iniúchadh, lena n-áirítear aon easnaimh shuntasacha ar rialú inmheánach a shainaithníonn an t-iniúchóir i gcaitheamh an iniúchta.

# Tuarascáil ón Iniúchóir Neamhspleách do Chomhaltaí An Post ar lean

Tá an tuarascáil seo ullmhaithe do chomhaltaí na cuideachta, agus dóibhsean amháin, mar chomhlacht de réir Alt 391 d'Acht na gCuideachtaí, 2014. Thugamar faoinár gcuid oibre ar an iniúchadh ionas go bhféadfaimis na nithe ar gá dúinn a lua do chomhaltaí na cuideachta i dtuarascáil iniúchóirí a lua agus ní chun críche ar bith eile. Chomh fada agus atá ceadaithe le dlí, ní ghlacaimid le freagracht ná ní ghabhaimid freagracht orainn féin maidir le haon duine seachas an chuideachta agus comhaltaí na cuideachta mar chomhlacht, as ár gcuid oibre ar an iniúchadh, as an tuarascáil seo, ná as na tuairimí ar thángamar orthu.

## Tuarascáil ar cheanglais dhlíthiúla agus rialála eile

### Tuairim ar nithe eile arna leagan amach ag Acht na gCuideachtaí, 2014

Bunaithe ar an obair a rinneamar i gcaitheamh an iniúchta agus uirthi sin amháin, tuairiscímid an méid seo a leanas:

- Fuaireamar an fhaisnéis ar fad agus gach míniú a mheasaimid a bheith riachtanach chun críocha an iniúchta.
- Is é ár dtuairim gur leor taifid chuntasaíochta na máthairchuideachta le go bhféadfaí na ráitis airgeadais a iniúchadh go réidh agus i gceart.
- Tá ráiteas na máthairchuideachta maidir le staid an airgeadais i gcomhréir leis na taifid chuntasaíochta.
- Is é ár dtuairim go bhfuil an fhaisnéis a thugtar i dtuarascáil na stiúrthóirí ag teacht leis na ráitis airgeadais agus ullmhaíodh tuarascáil na stiúrthóirí de réir Acht na gCuideachtaí, 2014.

### Ábhair a gceanglaítear orainn tuairisciú orthu ar bhonn eisceachtúil

Bunaithe ar an eolas agus ar an tuiscint ar an ngrúpa agus ar an máthairchuideachta agus a timpeallacht a fuaireamar i gcaitheamh an iniúchta, níor shainaithníomar míshonruithe ábhartha i dtuarascáil na stiúrthóirí.

Níl aon rud le tuairisciú againn i leith na bhforálacha in Acht na gCuideachtaí, 2014 a cheanglaíonn orainn é a thuairisciú daoibh más é ár dtuairim nach ndéantar luach saothair stiúrthóirí agus idirbhearta arna sonrú sa dlí a nochtadh.

Faoin gCód Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (Lúnasa 2016) (an "Cód Cleachtais"), ceanglaítear orainn tuairisciú daoibh mura léiríonn an ráiteas maidir leis an gcóras um rialú inmheánach airgeadais a theastaíonn faoin gCód Cleachtais, faoi mar a áirítear leis an Ráiteas ar Rialachas Corparáideach i dTuarascáil na Stiúrthóirí, gur chomhlíon an grúpa alt 1.9(iv) den Chód Cleachtais nó mura bhfuil sé ag teacht leis an bhfaisnéis a bhfuilimid ar an eolas fúithi ónár gcuid oibre iniúchóireachta ar na ráitis airgeadais. Níl aon rud le tuairisciú againn ina thaobh seo.

**Emer O'Shaughnessy**
**ar son agus thar ceann**
**Deloitte Ireland LLP**
**Cuntasóirí Cairte agus**
**Gnólacht Iniúchóireachta Reachtúla**
Teach Deloitte & Touche
Ardán Earlsfort
Baile Átha Cliath 2

Dáta: 26 Márta 2020

# Ráiteas Comhdhlúite Ioncaim
## don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019

| | Nótaí | 2019 €'000 Iomlán | 2018 €'000 Iomlán |
|---|---|---|---|
| Ioncam | 2 | 892,128 | 896,954 |
| Costais oibriúcháin | 3 | (850,233) | (859,306) |
| **Brabús roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas** | | **41,895** | **37,648** |
| Costais chlaochlúcháin | 4 | (15,281) | (13,974) |
| Ioncam eile - Brabús ar dhiúscairt fochuideachtaí | 5 | 40,038 | - |
| **Brabús roimh ghlanchostais airgeadais agus roimh chánachas** | | **66,652** | **23,674** |
| Ioncam airgeadais | 6 | 2,418 | 4,577 |
| Costais airgeadais | 7 | (2,726) | (1,479) |
| **Brabús roimh chánachas** | 8 | **66,344** | **26,772** |
| Cánachas | 9 | (23) | (1,508) |
| **Brabús don bhliain** | | **66,321** | **25,264** |
| **Brabús don bhliain inchurtha i leith** | | | |
| Úinéirí na cuideachta | | 64,788 | 20,689 |
| Leasanna neamh-urlámhais | | 1,533 | 4,575 |
| | | 66,321 | 25,264 |

Thar ceann an Bhoird

**Dermot Divilly, Cathaoirleach**
**David McRedmond, Stiúrthóir**

26 Márta 2020

# Ráiteas Comhdhlúite ar Ioncam Cuimsitheach Eile
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019

| | Nótaí | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|---|
| Brabús don bhliain | | 66,321 | 25,264 |
| **Ioncam cuimsitheach eile** | | | |
| **Míreanna nach n-athaicmeofar tar éis brabúis nó caillteanais:** | | | |
| Athchuntas an dliteanais phinsin le sochar sainithe - glan | 24 | 11,313 | 5,901 |
| **Míreanna a d'fhéadfaí a athaicmiú tar éis brabúis nó caillteanais:** | | | |
| Aistriú oibríochtaí eachtracha - fochuideachtaí | | 979 | (170) |
| **Ioncam cuimsitheach iomlán don bhliain airgeadais** | | **78,613** | **30,995** |
| Ioncam cuimsitheach iomlán inchurtha i leith | | | |
| Úinéirí na Cuideachta | | 77,080 | 26,420 |
| Leasanna neamh-urlámhais | | 1,533 | 4,575 |
| | | **78,613** | **30,995** |

# Ráiteas Comhdhlúite ar Staid an Airgeadais
## amhail an 31 Nollaig 2019

| | Nótaí | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|---|
| **Sócmhainní** | | | |
| **Sócmhainní neamhreatha** | | | |
| Sócmhainní doláimhsithe agus cáilmheas | 11 | 17,166 | 13,717 |
| Réadmhaoin infheistíochta | 12 | 715 | 715 |
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh | 13 | 319,374 | 223,509 |
| Infheistíochtaí | 14 | 36,874 | 34,481 |
| Sócmhainn cánach iarchurtha | 15 | 2,356 | 1,793 |
| **Iomlán na sócmhainní neamhreatha** | | 376,485 | 274,215 |
| **Sócmhainní reatha** | | | |
| Suimeanna infhaighte trádála agus eile | 15 | 125,103 | 105,324 |
| Fardail | 16 | 2,611 | 2,878 |
| Airgead sa bhanc agus ar láimh | 17 | 509,855 | 512,541 |
| Sócmhainní a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola | 18 | - | 206,249 |
| **Iomlán na sócmhainní reatha** | | 637,569 | 826,992 |
| **Iomlán na sócmhainní** | | **1,014,054** | **1,101,207** |
| **Cothromas agus cúlchistí** | | | |
| Scairchaipiteal glaoite | 25 | (68,239) | (68,239) |
| Cúlchistí eile | | 421 | 2,321 |
| Tuilleamh coinnithe | | (210,742) | (134,200) |
| **Cothromas inchurtha i leith na cuideachta** | | (278,560) | (200,118) |
| Leasanna neamh-urlámhais | | (1,618) | (3,889) |
| **Cothromas iomlán** | | (280,178) | (204,007) |
| **Dliteanais neamhreatha** | | | |
| Deontais chaipitil | 22 | (7,998) | (8,447) |
| Léasanna agus iasachtaí | 20 | (118,033) | (33,289) |
| Soláthairtí | 23 | (11,496) | (10,373) |
| Dliteanas pinsin | 24 | (28,228) | (47,880) |
| **Iomlán na ndliteanas neamhreatha** | | (165,755) | (99,989) |
| **Dliteanais reatha** | | | |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 19 | (167,735) | (176,367) |
| Léasanna agus iasachtaí | 20 | (21,079) | (11,593) |
| Soláthairtí | 23 | (12,537) | (16,405) |
| Suimeanna in iontaobhas | 17 | (366,770) | (403,045) |
| Dliteanais a aicmítear ar díol | 18 | - | (189,801) |
| **Iomlán na ndliteanas reatha** | | (568,121) | (797,211) |
| **Iomlán na ndliteanas** | | (733,876) | (897,200) |
| **Iomlán an chothromais agus na ndliteanas** | | **(1,014,054)** | **(1,101,207)** |

Thar ceann an Bhoird

**Dermot Divilly, Cathaoirleach**
**David McRedmond, Stiúrthóir**

26 Márta 2020

# Ráiteas Comhdhlúite ar Athruithe ar Chothromas
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019

| | Scairchaipiteal glaoite €'000 | Cúlchiste comhshóite caipitil €'000 | Cúlchiste aistrithe airgeadra eachtraigh €'000 | Cúlchiste luacha chóir €'000 | Tuilleamh coinnithe €'000 | Iomlán €'000 | Leasanna neamh-urlámhais €'000 | Cothromas iomlán €'000 |
|---|---|---|---|---|---|---|---|---|
| Iarmhéid amhail an 1 Eanáir 2018 | (68,239) | (877) | 3,028 | (1,657) | (105,953) | (173,698) | (1,634) | (175,332) |
| Brabús don bhliain | - | - | - | - | (20,689) | (20,689) | (4,575) | (25,264) |
| Ioncam cuimsitheach eile: | | | | | | | | |
| Aistriú idir luach cóir agus cúlchiste tuillimh choinnithe | - | - | - | 1,657 | (1,657) | - | - | - |
| Athchuntas an dliteanais phinsin le sochar sainithe - glan | - | - | - | - | (5,901) | (5,901) | - | (5,901) |
| Aistriú oibríochtaí eachtracha | - | - | 170 | - | - | 170 | - | 170 |
| Díbhinní | - | - | - | - | - | - | 2,320 | 2,320 |
| **Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2018** | (68,239) | (877) | 3,198 | - | (134,200) | (200,118) | (3,889) | (204,007) |
| Brabús don bhliain | - | - | - | - | (64,788) | (64,788) | (1,533) | (66,321) |
| Ioncam cuimsitheach eile: | | | | | | | | |
| Diúscairt fochuideachtaí | - | - | (921) | - | (441) | (1,362) | 3,804 | 2,442 |
| Athchuntas an dliteanais phinsin le sochar sainithe - glan | - | - | - | - | (11,313) | (11,313) | - | (11,313) |
| Aistriú oibríochtaí eachtracha | - | - | (979) | - | - | (979) | - | (979) |
| **Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2019** | (68,239) | (877) | 1,298 | - | (210,742) | (278,560) | (1,618) | (280,178) |

Ar na cúlchistí eile de réir mar atá sa Ráiteas ar Staid an Airgeadais tá an cúlchiste um aistriú caipitiúil, an cúlchiste um aistriú airgeadra eachtraigh agus an cúlchiste cóirluacha.

# Ráiteas Comhdhlúite ar Shreabhadh Airgid
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| **Sreabhadh airgid ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin** | | |
| Brabús don bhliain | 66,321 | 25,264 |
| **Coigeartuithe le haghaidh** | | |
| Dímheas | 35,066 | 18,245 |
| Caillteanas bearnúcháin | - | 2,726 |
| Amúchadh | 2,591 | 2,508 |
| Glanioncam airgeadais | (308) | (3,098) |
| Gnóthachan ar dhiúscairtí | (40,038) | (14) |
| Speansas cánach | 23 | 1,508 |
| Airgead íoctha sa bhreis ar an táille ón ráiteas ar ioncam pinsin | (7,224) | (942) |
| Deontas caipitil amúchta | (449) | (449) |
| Íocaíochtaí a rinneadh i leith soláthairtí, sa bhreis ar chostas | (2,745) | (8,824) |
| | 53,237 | 36,924 |
| **Athruithe ar:** | | |
| Suimeanna infhaighte trádála agus eile | (9,592) | 7,675 |
| Fardail | 267 | 253 |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | (10,263) | 8,756 |
| **Airgead a gineadh ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin** | **33,649** | **53,608** |
| Cánacha a íocadh | (2,312) | (1,070) |
| **Glansreabhadh airgid ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin** | **31,337** | **52,538** |
| **Sreabhadh airgid ó ghníomhaíochtaí infheistíochta** | | |
| Fáltais ó dhiúscairtí | 41,464 | 131 |
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh a fháil | (20,620) | (14,096) |
| Sócmhainní doláimhsithe a fháil | (5,715) | (2,927) |
| Suimeanna in iontaobhas | (36,275) | 76,787 |
| Glan-insreabhadh airgid shrianta | - | 26,058 |
| Méadú ar chreidiúnaí i leith airgead srianta | - | (26,058) |
| Fáltais ó infheistíocht in Premier Lotteries Ireland | - | 2,500 |
| **Glan-insreabhadh airgid a gineadh ó ghníomhaíochtaí infheistíochta** | **(21,146)** | **62,395** |
| **Sreabhadh airgid ó ghníomhaíochtaí maoinithe** | | |
| Íocaíochtaí léas airgeadais | (11,347) | (4,030) |
| Aisíocaíocht dliteanas léasa arna chaipitliú faoi IFRS16 | (16,552) | - |
| Iasacht ón mBanc Eorpach Infheistíochta tarraingthe anuas | 10,000 | - |
| Íocaíochtaí úis ar iasacht ón Rialtas agus eile | (563) | (698) |
| Díbhinní íoctha | - | (2,320) |
| **Glanmhéid airgid a úsáideadh i ngníomhaíochtaí maoinithe** | **(18,462)** | **(7,048)** |
| **Glan(laghdú) / glanmhéadú ar airgead agus ar choibhéisí airgid** | **(8,271)** | **107,885** |
| **Airgead agus coibhéisí airgid amhail tús na bliana** | 518,126 | 410,241 |
| **Airgead agus coibhéisí airgid amhail deireadh na bliana** | **509,855** | **518,126** |

# Ráiteas na Cuideachta ar Staid an Airgeadais
## amhail an 31 Nollaig 2019

| | Nótaí | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|---|
| **Sócmhainní** | | | |
| **Sócmhainní neamhreatha** | | | |
| Sócmhainní doláimhsithe | 11 | 6,705 | 4,227 |
| Réadmhaoin infheistíochta | 12 | 715 | 715 |
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh | 13 | 288,996 | 215,448 |
| Infheistíochtaí | 14 | 45,843 | 43,700 |
| Sócmhainn cánach iarchurtha | 15 | 2,212 | 1,613 |
| **Iomlán na sócmhainní neamhreatha** | | 344,471 | 265,703 |
| **Sócmhainní reatha** | | | |
| Suimeanna infhaighte trádála agus eile | 15 | 116,904 | 100,358 |
| Airgead sa bhanc agus ar láimh | 17 | 493,503 | 498,584 |
| **Iomlán na sócmhainní reatha** | | 610,407 | 598,942 |
| **Iomlán na sócmhainní** | | **954,878** | **864,645** |
| **Cothromas agus cúlchistí** | | | |
| Scairchaipiteal glaoite | 25 | (68,239) | (68,239) |
| Cúlchistí eile | | (877) | (877) |
| Tuilleamh coinnithe | | (190,645) | (98,818) |
| **Cothromas iomlán** | | (259,761) | (167,934) |
| **Dliteanais neamhreatha** | | | |
| Deontais chaipitil | 22 | (2,646) | (2,748) |
| Léasanna agus iasachtaí | 20 | (94,756) | (33,265) |
| Soláthairtí | 23 | (11,496) | (10,373) |
| Dliteanas pinsin | 24 | (28,228) | (47,880) |
| **Iomlán na ndliteanas neamhreatha** | | (137,126) | (94,266) |
| **Dliteanais reatha** | | | |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 19 | (158,972) | (171,412) |
| Léasanna agus iasachtaí | 20 | (19,712) | (11,583) |
| Soláthairtí | 23 | (12,537) | (16,405) |
| Suimeanna in iontaobhas | 17 | (366,770) | (403,045) |
| **Iomlán na ndliteanas reatha** | | (557,991) | (602,445) |
| **Iomlán na ndliteanas** | | (695,117) | (696,711) |
| **Iomlán an chothromais agus na ndliteanas** | | **(954,878)** | **(864,645)** |

De réir Alt 304 d'Acht na gCuideachtaí, 2014, tá an chuideachta ag baint leas as an díolúine óna ráiteas ioncaim aonair a chur i láthair. Is é an toradh atá ann don chuideachta brabús €80.514m (2018: €12.014m).

Thar ceann an Bhoird

**Dermot Divilly, Cathaoirleach**
**David McRedmond, Stiúrthóir**

26 Márta 2020

# Ráiteas na Cuideachta ar Athruithe ar Chothromas
## don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019

| | Scairchaipiteal glaoite €'000 | Cúlchiste comhshóite caipitil €'000 | Cúlchiste luacha chóir €'000 | Tuilleamh coinnithe €'000 | Cothromas iomlán €'000 |
|---|---|---|---|---|---|
| Iarmhéid amhail an 1 Eanáir 2018 | (68,239) | (877) | (1,597) | (79,306) | (150,019) |
| Brabús don bhliain | - | - | - | (12,014) | (12,014) |
| Aistriú idir luach cóir agus cúlchiste tuillimh choinnithe | - | - | 1,597 | (1,597) | - |
| Athchuntas an dliteanais phinsin le sochar sainithe - glan | - | - | - | (5,901) | (5,901) |
| **Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2018** | **(68,239)** | **(877)** | **-** | **(98,818)** | **(167,934)** |
| Brabús don bhliain | - | - | - | (80,514) | (80,514) |
| Athchuntas an dliteanais phinsin le sochar sainithe - glan | - | - | - | (11,313) | (11,313) |
| **Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2019** | **(68,239)** | **(877)** | **-** | **(190,645)** | **(259,761)** |

Bhí díbhinní €12,000k a fuarthas ó chuideachtaí an ghrúpa san áireamh sa bhrabús don tréimhse (2018: €2,680k).

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019

## 1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta

Cé is moite den bheartas ar léasanna, a cuireadh i bhfeidhm ón 1 Eanáir 2019 agus an cur chuige siarghabhálach modhnaithe in úsáid, cuireadh na beartais chuntasaíochta a leagtar amach thíos i bhfeidhm go seasmhach ar gach bliain a chuirtear i láthair sna ráitis airgeadais seo, agus cuireadh i bhfeidhm go seasmhach iad ar gach Cuideachta sa Ghrúpa chun críche ráitis airgeadais an Ghrúpa.

### Bunús an Ullmhúcháin

**Gnóthas leantach**

Ullmhaíodh ráitis airgeadais An Post 2019 ar bhonn gnóthais leantaigh. Leis sin glactar leis go mbeidh a ndóthain acmhainní ag an nGrúpa agus ag an gCuideachta chun leanúint ar aghaidh ag feidhmiú ar feadh tréimhse 12 mhí ar a laghad ó dháta fhaomhadh na ráiteas airgeadais seo.

**Measúnú**

Tá an Bord tar éis machnamh cúramach a dhéanamh ar bhonn an ghnóthais leantaigh mar bhonn ullmhúcháin agus tá sé sásta gur cuí go n-ullmhófaí ráitis airgeadais 2019 ar an mbonn sin. Áirítear ar na príomhthosca a breithníodh chun teacht ar an gcinneadh sin:

Feidhmíocht trádála:
Tá feidhmíocht airgeadais an Ghrúpa fós ag feabhsú. Mar a luaitear i gcuid 3 de Thuarascáil na Stiúrthóirí, tá an brabús €41.9m roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, glanchostais airgeadais agus cánachas níos fearr ná an brabús coibhéiseach €37.6m in 2018.

Airgead tirim:
Mhéadaigh na hacmhainní airgid atá ar fáil don Ghrúpa ó €115.1m i mí na Nollag 2018 go €143.1m i mí na Nollag 2019. Tharla an feabhas seo mar thoradh ar fheidhmíocht trádála fheabhsaithe leanúnach agus mar thoradh ar an airgead tirim a gineadh ó dhiúscairt Ghrúpa GVS i mí Eanáir 2019. Cinntíonn carnadh an airgid seo go bhfuil acmhainní leordhóthanacha ar fáil don Ghrúpa, chun an Plean Straitéiseach a forbraíodh a chur i gcrích. Tá teacht ag an nGrúpa ar shaoráid iasachta gearrthéarmaí, má tá gá léi le haghaidh caipiteal oibre.

Buiséad
Formheasann an Bord buiséad bliantúil. Cé go meastar go dtiocfaidh laghdú arís ar líon na n-earraí postais, léiríonn an straitéis go bhfuil leibhéal tuillimh inbhuanaithe ag an nGrúpa go ceann tréimhse 12 mhí ar a laghad ó dháta faofa na ráiteas airgeadais seo.

COVID-19:
Meastar go mbeidh tionchar diúltach ag COVID-19 ar gheilleagar na hÉireann. Ní haon eisceacht é An Post, amhail a lán gnóthaí. Maidir leis an ngeilleagar athraithe, an drochiarmhairt oibriúcháin de dheasca ábhar imní i dtaca le sláinte agus sábháilteacht agus tionchar ar an bhfoireann, agus tosca eile, is ródhócha go mbeidh tionchar diúltach acu ar chúrsaí airgeadais na heagraíochta sa ghearrthréimhse. Tá measúnú ar an tionchar déanta don ghnó Poist agus Beartán agus don ghnó Miondíola. Bunaithe ar bhonn tuisceana go mbeidh diansrianta i bhfeidhm go ceann sé mhí, measadh an tionchar diúltach airgeadais agus breithníodh na cásanna is measa. Is é an toradh ar an samhaltú seo ná go bhfágfaidh neart reatha an chláir chomhardaithe go mbeidh an Grúpa in ann déileáil leis an teagmhas suaiteach seo.

**Focal Scoir**

Tar éis dóibh fiosruithe cuí a dhéanamh agus breithniú ar na hábhair thuasluaite, tá súil réasúnta ag baill an Bhoird go mbeidh dóthain acmhainní ag an nGrúpa chun leanúint ar aghaidh i mbun gnó ar feadh tréimhse 12 mhí ar a laghad ó dháta faofa na ráiteas airgeadais seo. Dá bhrí sin, chinn Baill an Bhoird nach ionann na himthosca a bhfuil cur síos orthu thuas agus neamhchinnteacht ábhartha a chaitheann amhras ar chumas an Ghrúpa leanúint ar aghaidh mar ghnóthas leantach.

**Aonán tuairiscithe**

Is cuideachta gníomhaíochta sainithe é An Post (an 'Chuideachta') faoi theorainn scaireanna a bhfuil sainchónaí uirthi in Éirinn leis an uimhir chláraithe 98788. Faoin Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide, 1983, tá an Chuideachta i dteideal na focail 'cuideachta gníomhaíochta sainithe' a fhágáil ar lár óna ainm. Is í oifig chláraithe na Cuideachta ná Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1, D01 F5P2.

Tugann na ráitis airgeadais chomhdhlúite seo ráitis airgeadais na Cuideachta agus a fochuideachtaí (an 'Grúpa' le chéile agus 'Grúpchuideachtaí' astu féin). Baineann príomhghnó an Ghrúpa le seirbhísí poist, dáilte agus airgeadais.

Agus í ag cur ráitis airgeadais na máthairchuideachta i láthair i dteannta ráitis airgeadais an Ghrúpa, bhain an Chuideachta leas as an díolúine in Alt 304(2) d'Acht na gCuideachtaí, 2014 gan a ráitis ioncaim aonair agus na nótaí gaolmhara, ar cuid de ráitis airgeadais fhaofa na Cuideachta iad, a chur i láthair.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta ar lean

#### Ráiteas ar chomhlíonadh

Ullmhaítear na ráitis airgeadais chomhdhlúite de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta um Thuairisciú Airgeadais (IFRS), arna nglacadh ag an Aontas Eorpach (EU IFRS) agus Acht na gCuideachtaí, 2014.

Cuireadh ráitis airgeadais na Cuideachta le chéile de réir Chreat um Fhaisnéisiú Laghdaithe FRS 101 agus Acht na gCuideachtaí, 2014.

#### Caighdeáin nua agus leasaithe IFRS atá i bhfeidhm don bhliain reatha

Tháinig na caighdeáin agus na léirmhínithe nua seo a leanas i bhfeidhm don Ghrúpa ón 1 Eanáir 2019:

- IFRS 9 (Leasú) Gnéithe Réamhíoca le Cúiteamh Diúltach IFRS 16 Léasanna
- IAS 19 (Leasú) Leasú, Ciorrú nó Socraíocht Plean
- IAS 28 (Leasú) Leasanna Fadtéarmacha i gComhlaigh agus i Socruithe Comhpháirteacha
- Feabhsuithe Bliantúla ar Thimthriall 2015-2017 de Chaighdeáin IFRS (Leasú)
- IFRIC 23 Neamhchinnteacht maidir le Cóireálacha Cánach Ioncaim

Ní raibh tionchar ábhartha ar thorthaí an Ghrúpa mar thoradh ar na caighdeáin agus na léirmhínithe nua cé is moite de ghlacadh IFRS 16. Déantar cur síos thíos ar na hathruithe a éilítear le IFRS 16 Léasanna agus ar an tionchar a bheidh acu.

#### An tionchar a bhaineann le IFRS 16 Léasanna a chéadchur i bhfeidhm

Sa bhliain reatha, chuir an Grúpa IFRS 16 Léasanna (arna eisiúint ag an mBord um Chaighdeáin Idirnáisiúnta Chuntasaíochta in Eanáir 2016) i bhfeidhm. Tá sé éifeachtach ar feadh tréimhsí bliantúla dar tús an 1 Eanáir 2019 nó dá éis sin.

Tugann IFRS 16 ceanglais nua nó leasaithe isteach i leith cuntasaíocht léasa. Tugann sé athruithe suntasacha ar chuntasaíocht léasaithe isteach ach an t-idirdhealú idir léas oibriúcháin agus airgeadais a bhaint agus a éileamh go n-aithneofaí sócmhainní ceart úsáide agus dliteanas léasa ag an tús i gcás gach léasa, ach amháin i gcás léasanna gearrthréimhseacha agus léasanna sócmhainní a bhfuil luach íseal orthu nuair a ghlactar díolúintí i leith aithint den sórt sin. Ní hionann agus cuntasaíocht léasaithe, tá na ceanglais le haghaidh cuntasaíocht léasóirí fágtha gan athrú a bheag nó a mhór. Déantar cur síos thíos ar an tionchar ar ráitis airgeadais chomhdhlúite an Ghrúpa a bhaineann le IFRS 16 a ghlacadh.

Is é an dáta le haghaidh IFRS 16 a chéadchur i bhfeidhm don Ghrúpa ná an 1 Eanáir 2019. Agus an Grúpa ag cur IFRS 16 i bhfeidhm, bhain sé úsáid as cur chuige an chúitimh charnaigh. Maidir leis an gcur chuige sin:

- Ceanglaíonn sé ar an nGrúpa an toradh carnach ar IFRS 16 a chéadchur i bhfeidhm mar choigeartú ar iarmhéid tosaigh an tuillimh choinnithe ar dháta an chéadchur i bhfeidhm a aithint.
- Ní cheadaíonn sé athshonrú ar fhaisnéis chomparáideach agus cuirtear i láthair í sin fós faoi IAS 17 agus IFRIC 4.

**(a) Tionchar an tsainmhínithe nua ar léas**

Tá leas bainte ag an nGrúpa as an áis phraiticiúil atá ar fáil ar aistriú go IFRS 16 gan athmheasúnú a dhéanamh ar cé acu atá nó nach bhfuil conradh ina léas nó cé acu atá nó nach bhfuil léas sa chonradh. Dá réir sin, beidh an sainmhíniú ar léas de réir IAS 17 agus IFRIC 4 fós á chur i bhfeidhm i gcás na léasanna sin a ndeachthas isteach iontú ó a athraíodh roimh an 1 Eanáir 2019.

Is le coincheap an rialaithe is mó a bhaineann an t-athrú ar shainmhíniú léasa. Cinneann IFRS 16 cé acu atá léas i gconradh nó nach bhfuil ar bhonn na ceiste seo: an bhfuil sé de cheart ag an gcustaiméir úsáid sócmhainne sainaitheanta a rialú ar feadh tréimhse ama mar mhalairt ar bhreithniú? Ní hionann é sin agus an fócas ar 'rioscaí agus luach saothair' in IAS 17 agus IFRIC 4.

Cuireann an Grúpa an sainmhíniú ar léas agus an treoir ghaolmhar a leagtar amach in IFRS 16 i bhfeidhm i gcás gach conartha léasa a dtéitear isteach ann nó a athraítear ar an 1 Eanáir 2019 nó ina dhiaidh (bíodh léasóir nó léasaí sa chonradh léasa). Agus é ag ullmhú chun IFRS 16 a chéadchur i bhfeidhm, rinne an Grúpa tionscadal um chur i bhfeidhm. Thaispeáin an tionscadal nach ndéanfaidh an sainmhíniú nua in IFRS 16 athrú suntasach ar scóip na gconarthaí a chomhlíonann an sainmhíniú ar léas don Ghrúpa.

**(b) Tionchar ar chuntasaíocht léasaí**

Iarléasanna oibriúcháin:
Athraíonn IFRS 16 an chaoi a ndéanann an Grúpa cuntasaíocht le haghaidh léasanna a rangaíodh ina léasanna oibriúcháin roimhe seo faoi IAS 17 agus nach raibh ar an gclár comhardaithe. Agus é ag cur IFRS 16 i bhfeidhm, i gcás gach léasa (ach amháin mar a luaitear thíos), déanann an Grúpa na nithe seo a leanas:

- Aithníonn sé sócmhainní um cheart úsáide agus dliteanais léasa sa ráiteas comhdhlúite ar staid an airgeadais, tomhaiste i dtosach ag luach láithreach na n-íocaíochtaí léasa todhchaí, agus an tsócmhainn um cheart úsáide coigeartaithe de mhéid aon

íocaíochtaí léasa réamhíoctha nó fabhraithe de réir IFRS 16:C8(b)(ii);

- Aithníonn sé dímheas ar shócmhainní um cheart úsáide agus ús ar dhliteanais léasa sa ráiteas comhdhlúite ar bhrabús nó ar chaillteanas;
- Scarann sé an méid iomlán airgid a íocadh isteach i bpríomhchuid (arna chur i láthair taobh istigh de ghníomhaíochtaí airgeadaithe) agus ús (arna chur i láthair taobh istigh de ghníomhaíochtaí airgeadaithe) sa ráiteas comhdhlúite ar shreabhadh airgid.

Aithnítear dreasachtaí léasa (e.g. tréimhse saor ó chíos) mar chuid den tomhas ar na sócmhainní um cheart úsáide agus ar na dliteanais léasa ach faoi IAS 17 is é an toradh a bhí orthu ná gur aithníodh dreasacht léasa, arna hamúchadh mar laghdú ar chaiteachas cíosa ar bhonn líne dhíreach. Faoi IFRS 16, tástáiltear sócmhainní um cheart úsáide le haghaidh bearnúcháin de réir IAS 36.

I gcás léasanna gearrthréimhseacha (téarma léasa 12 mhí nó níos lú) agus léasanna sócmhainní ar luach íseal (a chuimsíonn táibléid agus ríomhairí pearsanta, troscán beag oifige agus teileafóin), roghnaigh an Grúpa costas léasa a aithint ar bhonn líne dhíreach mar atá ceadaithe ag IFRS 16. Cuirtear an costas sin i láthair taobh istigh de 'speansais eile' i mbrabús nó caillteanas.

Tá úsáid bainte ag an nGrúpa as na háiseanna praiticiúla seo a leanas agus cur chuige an chúitimh charnaigh á chur i bhfeidhm aige i leith léasanna a rangaíodh roimhe seo ina léasanna oibriúcháin nuair a bhí IAS 17 á chur i bhfeidhm.

- Chuir an Grúpa ráta lascaine aonair i bhfeidhm ar phunann léasanna a bhfuil saintréithe acu atá sách cosúil lena chéile.
- Choigeartaigh an Grúpa an tsócmhainn um cheart úsáide amhail dáta an chéadchur i bhfeidhm de mhéid an tsoláthair le haghaidh léasanna dochraideacha a aithnítear faoi IAS 37 sa ráiteas ar staid an airgeadais díreach roimh dháta an chéadchur i bhfeidhm in áit athbhreithniú ar bhearnú a dhéanamh.
- Roghnaigh an Grúpa i gcásanna áirithe gan sócmhainní um cheart úsáide agus dliteanais léasa a aithint i gcás léasanna a gcríochnaíonn an téarma léasa lena n-aghaidh taobh istigh de 12 mhí ó dháta an chéadchur i bhfeidhm.
- Níor chuir an Grúpa costais dhíreacha tosaigh san áireamh agus é ag tomhas na sócmhainne um cheart úsáide amhail dáta an chéadchur i bhfeidhm.
- D'úsáid an Grúpa breathnú siar agus é ag cinneadh théarma an léasa sa chás go bhfuil roghanna sa chonradh maidir leis an léas a shíneadh nó deireadh a chur leis.

Iarléasanna airgeadais:
I gcás léasanna a rangaíodh ina léasanna airgeadais agus IAS 17 á chur i bhfeidhm, athrangaítear suim ghlanluacha na sócmhainní agus na n-oibleagáidí léasaithe faoi léasanna airgeadais a tomhaiseadh agus IAS 17 á chur i bhfeidhm díreach roimh dháta an chéadchur i bhfeidhm go sócmhainní um cheart úsáide agus dliteanais léasa faoi seach gan aon choigeartú, ach amháin i gcásanna inar roghnaigh an Grúpa an díolúine um aithint léasa ar luach íseal a chur i bhfeidhm. Tá feidhm le IFRS 16 chun cuntasaíocht a dhéanamh le haghaidh na sócmhainne um cheart úsáide agus le haghaidh an dliteanais léasa ón 1 Eanáir 2019.

**(c) Tionchar ar chuntasaíocht léasóirí**

Ní athraíonn IFRS 16 go hábhartha an chaoi a ndéanann léasóir cuntasaíocht le haghaidh léasanna. Faoi IFRS 16, déanann léasóir léasanna a rangú fós ina léasanna airgeadais nó ina léasanna oibriúcháin agus cuntasaíocht a dhéanamh le haghaidh an dá chineál sin léasa ar bhealaí difriúla. Ní raibh aon tionchar ábhartha ag IFRS 16 ar shocruithe an Ghrúpa le haghaidh léasóirí.

**(d) An tionchar airgeadais a bhaineann le IFRS 16 a chéadchur i bhfeidhm**

Is é ráta iasachta incriminteach na léasaithe, bunaithe ar an meán ualaithe, arna chur i bhfeidhm ar dhliteanais léasa a aithnítear sa ráiteas ar staid an airgeadais ar an 1 Eanáir 2019, ná 1.738%.

Taispeántar sa tábla seo a leanas na ceangaltais léasa oibriúcháin a nochtadh, agus IAS 17 á chur i bhfeidhm, amhail an 31 Nollaig 2018, lascainithe agus úsáid á baint as an ráta iasachta incriminteach amhail dáta an chéadchur i bhfeidhm agus na dliteanais léasa a aithnítear sa ráiteas ar staid an airgeadais amhail dáta an chéadchur i bhfeidhm.

| | €000 |
|---|---|
| Ceangaltais léasa oibriúcháin agus IAS 17 á chur i bhfeidhm amhail an 31 Nollaig 2018 | 76,668 |
| An éifeacht a bhaineann leis na méideanna thuas a lascainiú | (9,112) |
| Luach láithreach na n-íocaíochtaí léasa atá dlite i dtréimhsí atá clúdaithe ag roghanna um shíneadh atá i dtéarma an léasa nár cuireadh san áireamh i gceangaltais léasa oibriúcháin roimhe seo | 6,171 |
| Dliteanais léasa arna n-aithint faoi IFRS 16 ar an 1 Eanáir 2019 | 73,727 |

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

## 1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta ar lean

**Caighdeáin, leasuithe agus léirmhínithe nua IFRS a eisíodh, ach nach bhfuil i bhfeidhm go fóill**

| | |
|---|---|
| IFRS 3 (Leasú) Sainmhíniú ar Ghnó | 1 Eanáir 2020 |
| IAS 1 (Leasú) Sainmhíniú ar Ábhar | 1 Eanáir 2020 |
| IAS 8 (Leasú) Sainmhíniú ar Ábhar | 1 Eanáir 2020 |
| Leasuithe ar Thagairtí do Creat Coincheapúil i Caighdeáin IFRS | 1 Eanáir 2020 |
| IFRS 17 Conarthaí Árachais | 1 Eanáir 2020 |

Tá an Grúpa ag déanamh measúnú ar thionchar iomlán na gCaighdeán, na Léirmhínithe agus na Leasuithe sin i ndáil le Caighdeáin Fhoilsithe ar na ráitis airgeadais. Cuirfear na caighdeáin agus na léirmhínithe a luaitear thuas i bhfeidhm ar mhaithe le ráitis airgeadais an Ghrúpa le héifeacht ó na dátaí a luaitear.

### Bunús tomhais

**Grúpa**

Ullmhaítear na ráitis airgeadais seo ar bhonn costas stairiúil, ach amháin:

- Go dtomhaistear an glandliteanas pinsin le sochar sainithe ag luach cóir shócmhainní an phlean lúide luach reatha na hoibleagáide sochair shainithe;
- Go dtomhaistear réadmhaoin infheistíochta ag luach cóir; agus
- Go dtomhaistear sócmhainní airgeadais ag luach cóir.

**Cuideachta**

Sna ráitis airgeadais seo, chuir an Chuideachta na díolúintí atá ar fáil faoi FRS 101 i bhfeidhm i leith an nochta seo a leanas:

- Ráiteas ar Shreabhadh Airgid agus nótaí gaolmhara;
- Réitigh tréimhse comparáidí le haghaidh scairchaipitil, sócmhainní seasta inláimhsithe, sócmhainní doláimhsithe agus réadmhaoine infheistíochta;
- Nochtadh i leith idirbheart le fochuideachtaí faoi úinéireacht iomlán;
- Nochtadh i leith bainistíocht caipitil;
- Tionchair IFRSanna nua ach nach bhfuil i bhfeidhm go fóill; agus
- Nochtadh i leith cúitimh do Phríomhphearsana Bainistíochta.

**Airgeadra feidhmiúil agus tuairiscithe**

Tuairiscítear na ráitis airgeadais chomhdhlúite agus Cuideachta seo in Euro, airgeadra feidhmiúil na Cuideachta. Tugadh gach suim slán go dtí an míle is gaire, seachas má chuirtear a mhalairt in iúl.

**Úsáid breithiúnas agus meastachán**

Nuair a bhí na ráitis airgeadais seo á n-ullmhú, rinne an bhainistíocht breithiúnais, meastacháin agus boinn tuisceana a d'fhéadfadh tionchar a imirt ar bheartais chuntasaíochta an Ghrúpa agus na Cuideachta a chur i bhfeidhm agus ar shuim thuairiscithe na sócmhainní, na ndliteanas, an ioncaim agus na speansas. D'fhéadfadh difear a bheith idir na torthaí iarbhír agus na meastacháin sin.

Déantar athbhreithniú ar na meastacháin agus ar na boinn tuisceana bhunúsacha ar bhonn leanúnach. Aithnítear leasuithe ar mheastacháin go hionchasach.

Is iad seo a leanas na réimsí ina n-imríonn breithiúnas agus meastachán an tionchar is suntasaí ar na suimeanna sainaitheanta:

- Nóta 24 - oibleagáidí sochair shainithe a thomhas; príomhbhoinn tuisceana achtúireacha;
- Nóta 9 - sócmhainní cánach iarchurtha a aithint: fáil brabúis inchánaithe sa todhchaí a bhféadfaí sócmhainní cánach iarchurtha a úsáid ina leith;
- Nóta 14 - cuntasaíocht le haghaidh infheistíocht PLI; agus
- Nóta 18 - ioncam iarchurtha i ndáil le stampaí/lódálacha méadair nár úsáideadh.

### Bunús an Chomhdhlúthaithe

**Comhcheangail ghnó**

Baineann an Grúpa úsáid as an modh éadála chun cuntasaíocht a dhéanamh le haghaidh comhcheangail ghnó nuair a aistrítear rialú chuig an nGrúpa. Is de réir a luacha chóir a thomhaistear an chomaoin a aistrítear san éadáil, faoi mar a dhéantar leis na glansócmhainní inaitheanta arna bhfáil. Aon cháilmheas a thagann chun cinn, déantar é a thástáil gach bliain maidir le lagú. Cuirtear costais idirbhirt síos mar speansais sa bhrabús nó sa chaillteanas de réir mar a thabhaítear iad, seachas má bhaineann siad le cúrsaí urrús cothromais nó fiachais.

Nuair a chailleann an Grúpa urlámhas fochuideachta, dí-aithníonn sé sócmhainní agus dliteanais na fochuideachta, agus aon leasanna neamh-urlámhais agus comhpháirteanna cothromais eile. Tomhaistear aon leas a choinnítear san iar-fhochuideachta ag luach cóir nuair a chailltear urlámhas agus i dteannta luach cóir aon chomaoine a fhaightear, cuirtear i gcomparáid é leis na suimeanna dí-aitheanta. Aithnítear aon bhrabús nó aon chaillteanas a eascraíonn as sa bhrabús nó sa chaillteanas.

### Fochuideachtaí

Is aonáin faoi rialú an Ghrúpa iad fochuideachtaí. Rialaíonn an Grúpa aonán nuair a nochtar é, nó nuair atá cearta aige i leith, torthaí inathraitheacha mar gheall ar a bhaint leis an aonán agus nuair is féidir leis tionchar a imirt ar na torthaí sin trína chumhacht ar an aonán. Áirítear ráitis airgeadais na bhfochuideachtaí sna ráitis airgeadais chomhdhlúite ón dáta a dtosaíonn an t-urlámhas go dtí an dáta a gcríochnaíonn an t-urlámhas.

### Leasanna neamh-urlámhais

Tomhaistear leasanna neamh-urlámhais ag a gcion comhréireach de ghlansócmhainní sainaitheanta an fhaighteora ar dháta na fála agus ina dhiaidh sin, a gcion de na hathruithe ar ghlansócmhainní. Cuirtear athruithe ar leas an Ghrúpa i bhfochuideachta nach mbíonn caillteanas urlámhais mar thoradh orthu san áireamh mar idirbhearta cothromais.

### Leasanna in institiúidí infheistiúcháin ar cuireadh modh cuntasaíochta an chothromais i bhfeidhm orthu

Cuimsíonn leasanna an Ghrúpa in institiúidí infheistiúcháin ar cuireadh modh cuntasaíochta an chothromais i bhfeidhm orthu leasanna i gcomhfhiontair.

Is socrú é comhfhiontar ina bhfuil comh-urlámhas ag an nGrúpa, trína bhfuil cearta i leith ghlansócmhainní an tsocraithe ag an nGrúpa, seachas cearta i leith a shócmhainní ar leithligh agus oibleagáidí i leith a dhliteanas ar leithligh.

Cuirtear leasanna i gcomhfhiontair san áireamh le modh an chothromais. Aithnítear ag a gcostas iad ar dtús, lena n-áirítear costais idirbhirt. I ndiaidh iad a aithint ar dtús, áirítear sna ráitis airgeadais chomhdhlúite cion an Ghrúpa sa bhrabús nó sa chaillteanas agus in ioncam cuimsitheach eile na n-institiúidí infheistiúcháin ar cuireadh modh cuntasaíochta an chothromais i bhfeidhm uirthi, go dtí an dáta a gcríochnaíonn tionchar suntasach nó comh-urlámhas.

### Idirbhearta a dhíbrítear ar chomhdhlúthú

Díbrítear idirbhearta agus iarmhéideanna ionghrúpa, agus aon ioncam agus speansais neamhréadaithe a eascraíonn as idirbhearta ionghrúpa. Díbrítear gnóthachain neamhréadaithe a eascraíonn as idirbhearta le hinstitiúidí infheistiúcháin ar cuireadh modh cuntasaíochta an chothromais i bhfeidhm uirthi in aghaidh na hinfheistíochta, a mhéid a bhaineann le leas an Ghrúpa san institiúid infheistiúcháin. Díbrítear caillteanais neamhréadaithe ar an mbealach céanna le gnóthachain neamhréadaithe, fad is nach bhfuil aon fhianaise ar bhearnú ann.

### Cuntasaíocht d'idirbhearta neamh-athfhillteacha

Ghlac an Grúpa formáid den ráiteas ioncaim lena bhféachtar le béim a leagan ar mhíreanna suntasacha laistigh de thorthaí an Ghrúpa don bhliain. D'fhéadfaí a áireamh ar nithe den sórt sin: costais ar athstruchtúrú, costais chlaochlúcháin, bearnú sócmhainní lena n-áirítear coigeartuithe ábhartha a eascraíonn as na saincheisteanna maidir le hathmheasúnú, coigeartuithe ar chomaoin theagmhasach, costais éadála ábhartha, brabus/caillteanas ar dhiúscairtí, socruithe dlíthíochta, athruithe reachtaíochta, gnóthachain nó caillteanais ar athstruchtúrú an phlean sochar sainithe. Úsáideann an Grúpa breithiúnas agus iad ag meas céard iad na nithe ar leith ba cheart a nochtadh mar mhír ar líne ar leith sa ráiteas agus sna nótaí atá curtha san áireamh de bharr a scála agus a gcineáil.

## Ioncam

Tá an t-ioncam a thuairiscítear glan ar cháin bhreisluacha. Cuimsítear le hioncam reatha ioncam ó phostas, ó sheirbhísí gníomhaireachta, ó na táillí as seirbhísí seoltán, ó sheirbhísí teachtairí agus loighistice, ó sheirbhísí airgeadais agus ioncam as ús. Baineann ioncam ó sheirbhísí gníomhaire le seirbhísí a dhéantar do Ranna Rialtais, do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, do Premier Lotteries Ireland, agus do chomhlachtaí eile. Áirítear suimeanna a choinnítear i rith fheidhmiú na seirbhísí gníomhaireachta sin sna suimeanna in iontaobhas sa ráiteas ar staid an airgeadais. Tá an Grúpa i dteideal ioncam ó ús ar chistí a choinnítear a bhaineann le seirbhísí gníomhaireachta agus dá réir sin aithníonn sé é sin mar chuid den ioncam.

Maidir le hioncam a bhaineann le poist agus dáileachtaí, tá baint ag an oibleagáid feidhmíochta le díol na stampaí nó costas an phoist agus le seachadadh ríomhphoist agus dáileachtaí. Is earra ar leith é na stampaí nó an costas postais a ghealltar a aistriú chuig an gcustaiméir laistigh den oibleagáid feidhmíochta seo. Comhlíontar an oibleagáid feidhmíochta nuair a úsáideann an custaiméir na stampaí nó an costas postais agus mar sin tá sé sásta ag pointe áirithe.

Maidir le hioncam coimisiúin a fhaightear ó dhíol dearbhán bronntanais, cártaí eile agus táirgí seirbhísí airgeadais, aithnítear é nuair a chomhlíontar na hoibleagáidí feidhmíochta is bonn leo, ag pointe ama de ghnáth. Aithnítear ioncam neamhfhuascailte ó chártaí bronntanais nuair a fhaightear an táille ghaolmhar neamhfhuascailte, ag pointe ama. Aithnítear ioncam eile gníomhaireachta agus seirbhíse nuair a chomhlíontar na hoibleagáidí feidhmíochta is bonn leo, ag pointe ama de ghnáth.

Nuair a ghníomhaíonn an Grúpa mar ghníomhaire seachas mar phríomhaí in idirbheart, is ionann an t-ioncam a aithnítear agus an ghlansuim coimisiúin a thuilleann an Grúpa.

# **Nótaí leis na Ráitis Airgeadais**
don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### **1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta** ar lean

**Ioncam** ar lean
**Deontais**

Aithnítear deontais bunaithe ar ioncam sa bhrabús nó sa chaillteanas ar bhonn córasach sna tréimhsí a aithnítear na speansais. Aithnítear deontais caipitil ar dtús mar ioncam iarchurtha ar luach cóir má tá dearbhú réasúnta ann go bhfaighfear iad agus go gcomhlíonfaidh an Grúpa na coinníollacha a bhaineann leis an deontas; aithnítear ina dhiaidh sin iad sa bhrabús nó sa chaillteanas mar ioncam eile ar bhonn córasach thar shaolré ionchais na sócmhainne.

### **Réadmhaoin, Gléasra agus Trealamh**

**Aithint agus tomhas**

Tomhaistear earraí réadmhaoine, gléasra agus trealaimh ag costas lúide dímheas carntha agus aon chaillteanais bhearnúcháin charntha.

Má bhíonn saolré úsáideach dhifriúil ag páirteanna suntasacha d'earra réadmhaoine, gléasra agus trealaimh, cuirtear san áireamh iad mar earraí réadmhaoine, gléasra agus trealaimh ar leithligh (mórpháirteanna).

Aithnítear aon bhrabús nó aon chaillteanas ar dhiúscairt earra réadmhaoine, gléasra agus trealaimh sa bhrabús agus sa chaillteanas.

**Caiteachas ina dhiaidh sin**

Ní dhéantar caiteachas ina dhiaidh sin a chaipitliú seachas más dóchúil go sreabhadh na sochair gheilleagracha sa todhchaí a bhaineann leis an gcaiteachas chuig an nGrúpa.

**Dímheas**

Ríomhtar dímheas chun costas earraí réadmhaoine, gléasra agus trealaimh, seachas talamh, a dhíscríobh, lúide a luach iarmharach measta thar a saolré úsáideach mheasta, agus aithnítear é sa bhrabús nó sa chaillteanas. Déantar sócmhainní léasaithe a dhímheas thar an tréimhse léasa nó a saolré úsáideach, cibé ceann acu is giorra. Ní dhéantar dímheas ar thalamh. Is iad seo a leanas saolréanna úsáideacha measta réadmhaoine, gléasra agus trealaimh do na tréimhsí reatha agus comparáideacha:

| | **Blianta nó téarma léasa más giorra** |
|---|---|
| Foirgnimh ruílse agus léasachta fada | 20-50 |
| Mótarfheithiclí | 5 |
| Trealamh ríomhaireachta agus oibriúcháin | 3-10 |

Athbhreithnítear modhanna dímheasa, saolréanna úsáideacha agus luachanna iarmharacha ag gach dáta tuairiscithe agus leasaítear iad más cuí.

### **Léasanna**

**Sócmhainní ar léas - Polasaithe is infheidhme ón 1 Eanáir 2019**

Déanann an Grúpa measúnú ar chonradh a bheith ina léas nó léas a bheith ann, ag tús an chonartha. Aithníonn an Grúpa sócmhainní um cheart úsáide agus dliteanas léasa comhfhreagrach i leith gach socraithe léasa inarb é an léasaí é, ach amháin i gcás léasanna gearrthréimhseacha áirithe, níos lú ná 12 mhí ar fad, agus léasanna sócmhainní ar luach íseal (cuir i gcás trealamh oifige beag). I gcás na léasanna sin, aithníonn an Grúpa na híocaíochtaí léasa mar chostas oibriúcháin de réir méid cothrom thar théarma an léasa ach amháin más fearr a léiríonn bonn córasach eile an patrún ama ina n-ídítear sochair eacnamaíochta ó na sócmhainní léasaithe.

Tomhaistear an dliteanas léasa i dtosach ag luach láithreach na n-íocaíochtaí léasa nach bhfuil íoctha ag an dáta tosaithe, arna lascainiú ach úsáid a bhaint as an ráta atá intuigthe sa léas. Mura féidir an dáta sin a dhéanamh amach go réidh, úsáideann an léasaí a ráta iasachta incriminteach.

Cuimsíonn na sócmhainní um cheart úsáide tomhas tosaigh an dliteanais léasa chomhfhreagraigh, íocaíochtaí léasa a rinneadh ar an lá tosaithe nó roimhe, lúide aon dreasachtaí léasa a fuarthas agus aon chostais dhíreacha tosaigh. Tomhaistear iad ar a gcostas ina dhiaidh sin lúide dímheas carntha agus caillteanais bhearnúcháin charntha. Déantar sócmhainní um cheart úsáide a dhímheas thar théarma an léasa nó thar shaolré ionchais na bunsócmhainne, cibé tréimhse is giorra.

**Sócmhainní ar léas - Polasaithe is infheidhme roimh an 1 Eanáir 2019**

Rangaítear léasanna ina léasanna airgeadais uair ar bith a aistríonn téarmaí an léasa rioscaí agus luach saothair uile na húinéireachta, a bheag nó a mhór, go dtí an léasaí. Rangaítear gach léas eile ina léas oibriúcháin. Aithnítear sócmhainní a choimeádtar faoi léasanna airgeadais mar shócmhainní de chuid an Ghrúpa ar a luach cóir nó, más ísle, ar luach láithreach na n-íosíocaíochtaí léasa agus gach ceann á dhéanamh amach ag tús an léasa. Tá an dliteanas comhfhreagrach i leith an léasóra san áireamh sa ráiteas ar staid an airgeadais mar oibleagáid léasa airgeadais.

Gearrtar cíosanna atá le híoc faoi léasanna oibriúcháin ar ioncam de réir méid cothrom thar théarma an léasa ábhartha ach amháin más fearr a léiríonn bonn eile atá níos córasaí an patrún ama ina n-ídítear sochair eacnamaíochta ón sócmhainn léasaithe.

## Sócmhainní doláimhsithe agus cáilmheas

### Aithint agus tomhas

**Cáilmheas**

Déantar cáilmheas a eascraíonn as éadáil fochuideachtaí a thomhas mar bharrachas shuim na comaoine a aistríodh, méid aon leasanna neamh-urlámhais sa sealbhaí agus luach cóir an leasa cothromais a bhí ag an sealbhóir sa sealbhaí roimhe seo (más ann dó) thar ghlanmhéid na nglansócmhainní in-sainaitheanta a sealbhaíodh agus na nglandliteanas a fuarthas amhail dáta na héadála. Ina dhiaidh sin, déantar cáilmheas a thástáil gach bliain le haghaidh bearnúcháin.

**Bogearraí**

Tá saolré ionchais chríochta ag bogearraí agus tomhaistear iad ag a gcostas lúide amúchadh carntha agus aon chaillteanais bhearnúcháin charntha.

### Caiteachas ina dhiaidh sin

Ní dhéantar caiteachas ina dhiaidh sin a chaipitliú seachas má mhéadaíonn sé na sochair gheilleagracha sa todhchaí a chuimsítear sa tsócmhainn shonrach lena mbaineann sé. Aithnítear gach caiteachas eile, lena n-áirítear caiteachas ar cháilmheas a ghintear go hinmheánach agus brandaí, sa bhrabús nó sa chaillteanas faoi mar a thabhaítear é.

### Amúchadh

Ríomhtar amúchadh chun costas sócmhainní doláimhsithe a dhíscríobh, lúide a luach iarmharach measta ag úsáid mhodh na líne dírí thar a saolré úsáideach mheasta, agus aithnítear é sa bhrabús nó sa chaillteanas. Ní dhéantar cáilmheas a amúchadh ach déantar é a thástáil gach bliain le haghaidh bearnú ag deireadh na bliana.

Is iad seo a leanas an tsaolré úsáideach mheasta do na tréimhsí reatha agus comparáideacha:

| | Blianta |
|---|---|
| Bogearraí | 5 |

Athbhreithnítear modhanna amúchta, saolréanna úsáideacha agus luachanna iarmharacha ag gach dáta tuairiscithe agus leasaítear iad más cuí.

## Soláthairtí

Aithnítear soláthairtí nuair atá oibleagáid (dhlíthiúil nó inchiallaithe) reatha ag an nGrúpa mar thoradh ar imeacht a tharla roimhe sin, d'fhéadfadh go mbeadh eas-sreabhadh acmhainní ag teastáil chun an oibleagáid a réiteach, agus is féidir meastachán iontaofa a dhéanamh ar mhéid na hoibleagáide. Má bhíonn tionchar an amluacha airgid ábhartha, cinntear soláthairtí tríd an sreabhadh airgid a bhfuiltear ag súil leis sa todhchaí a lascainiú ag an ráta réamhchánach cuí.

## Sochair fostaithe

### (i) Sochair fostaithe ghearrthéarmacha

Cuirtear sochair fostaithe ghearrthéarmacha san áireamh mar speansais de réir mar a sholáthraítear an tseirbhís lena mbaineann. Aithnítear dliteanas don tsuim a bhfuiltear ag súil le híoc má tá oibleagáid dhlíthiúil nó inchiallaithe ag an nGrúpa chun an tsuim sin a íoc mar gheall ar sheirbhís a sholáthair an fostaí roimhe sin agus gur féidir an oibleagáid a mheas go hiontaofa.

### (ii) Pleananna le ranníocaíocht shainithe

Cuirtear oibleagáidí le haghaidh ranníocaíochtaí le pleananna le ranníocaíocht shainithe san áireamh mar speansais de réir mar a sholáthraítear an tseirbhís lena mbaineann.

### (iii) Pleananna le sochar sainithe

Ríomhtar glanoibleagáid an Ghrúpa i leith pleananna le sochar sainithe ar leithligh le haghaidh gach plean, trí suim an tsochair sa todhchaí a thuill fostaithe sna tréimhsí reatha agus roimhe sin a mheas, ag lascainiú na suime sin agus ag asbhaint luach cóir aon sócmhainní atá ag plean.

Ríomhann achtúire cáilithe oibleagáidí sochair shainithe gach bliain le modh na n-aonad réamh-mheasta creidmheasa. Nuair a bhíonn sócmhainn fhéideartha don Ghrúpa ina toradh ar an ríomh, cuirtear teorainn leis an tsócmhainn aitheanta chuig luach reatha na sochar geilleagrach atá ar fáil mar aon aisíoc sa todhchaí ón bplean nó laghduithe ar aisíocaíochtaí sa thodhchaí leis an bplean. Chun luach láithreach na sochar geilleagrach a ríomh, cuirtear san áireamh aon íosriachtanais maoinithe is infheidhme.

Aithnítear láithreach san ioncam cuimsitheach eile atomhais ar an nglandliteanas le sochar sainithe, a chuimsíonn gnóthachain agus caillteanais achtúireacha, an toradh ar shócmhainní an phlean (gan ús san áireamh) agus tionchar theorainn na sócmhainn (más ann dó, gan ús san áireamh). Cinneann an Grúpa an glanspeansas úis ar an nglandliteanas le sochar sainithe don tréimhse ach an ráta lascaine a úsáideadh chun an oibleagáid sochair shainithe a thomhas ag tús na tréimhse bliantúla a chur i bhfeidhm ar an glandliteanas le sochar sainithe mar a bhí, ag cur aon athruithe ar an nglandliteanas le sochar sainithe i rith na tréimhse mar gheall ar ranníocaíochtaí agus ar íocaíochtaí sochair san áireamh.

Aithnítear glanspeansais úis agus speansais eile a bhaineann le pleananna le sochar sainithe sa bhrabús nó sa chaillteanas. Nuair a athraítear sochair plean nó nuair a chiorraítear plean, aithnítear láithreach sa bhrabús nó sa chaillteanas an t-athrú dá bharr ar an sochar a bhaineann le seirbhís roimhe sin nó an brabús nó caillteanas ar chiorrú. Aithníonn an Grúpa gnóthachain agus caillteanais nuair a réitítear plean le sochar sainithe nuair a réitítear é.

# **Nótaí leis na Ráitis Airgeadais**
don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta ar lean

#### (iv) Sochair foirceanta

Cuirtear sochair foirceanta san áireamh mar speansais nuair nach féidir leis an nGrúpa tairiscint na sochar sin a tharraingt siar níos mó nó nuair a thabhaíonn an Grúpa costais le haghaidh athstruchtúrú gaolmhar, pé acu is luaithe.

### Cáin ioncaim

Cuimsíonn speansas cáin ioncaim cáin reatha agus iarchurtha. Aithnítear é sa bhrabús agus sa chaillteanas seachas sa mhéid a bhaineann sé le comhcheangal gnó, nó le hearraí a aithnítear go díreach i gcothromas nó in ioncam cuimsitheach eile.

#### (i) Cáin reatha

Cuimsíonn cáin reatha an cháin iníoctha nó infhaighte a bhfuiltear ag súil léi i leith an ioncaim nó an chaillteanais incháinithe don bhliain agus aon choigeartú ar an gcáin iníoctha nó infhaighte i leith blianta roimhe sin. Tomhaistear í ag ráta cánach a glacadh nó a glacadh sa tsubstaint ag an dáta tuairiscithe. Áirítear le cáin reatha aon cháin a eascraíonn as díbhinní freisin. Ní fhritháirítear sócmhainní agus dliteanais cánach reatha seachas má chomhlíontar critéir áirithe.

#### (ii) Cáin iarchurtha

Aithnítear cáin iarchurtha i ndáil le difríochtaí sealadacha idir suimeanna glanluacha sócmhainní agus dliteanas chun críche tuairiscithe airgeadais agus na suimeanna a úsáidtear chun críche cánachais.

Ní aithnítear cáin iarchurtha i ndáil leo seo a leanas:

- difríochtaí sealadacha ar shócmhainní nó dliteanais a aithint ar dtús in idirbheart nach comhcheangal gnó é agus nach n-imríonn tionchar ar chuntasaíocht ná ar cháin nó ar chaillteanas incháinithe;
- difríochtaí sealadacha a bhaineann le hinfheistíochtaí i bhfochuideachtaí agus comhshocruithe sa mhéid go bhfuil an Grúpa in ann uainiú aisiompú na ndifríochtaí sealadacha a rialú agus gur dóchúil nach n-aisiompófar iad cuíosach luath amach anseo; agus
- difríochtaí sealadacha incháinithe a eascraíonn as cáilmheas a aithint ar dtús.

Aithnítear sócmhainní cánach iarchurtha le haghaidh caillteanais chánach nár úsáideadh, creidmheasanna cánach nár úsáideadh agus difríochtaí sealadacha in-asbhainte sa mhéid gur dócha go mbeidh brabúis incháinithe ar fáil sa todhchaí a bhféadfaí iad a úsáid ina leith. Athbhreithnítear sócmhainní cánach iarchurtha ar gach dáta tuairiscithe agus dí-aithnítear iad sa mhéid nach dóchúil níos mo go réadófar an sochar cánach lena mbaineann; aisiompaítear sócmhainní dí-aitheanta dá leithéid nuair a fheabhsaíonn dóchúlacht na mbrabús incháinithe sa todhchaí. Athmheastar sócmhainní cánach iarchurtha neamhaitheanta ar gach dáta tuairiscithe agus aithnítear iad sa mhéid gur dóchúil go mbeidh brabúis incháinithe ar fáil sa todhchaí a bhféadfaí iad a úsáid ina leith. Tomhaistear cáin iarchurtha ag na rátaí cánach a bhfuiltear ag súil go gcuirfear i bhfeidhm iad ar dhifríochtaí sealadacha nuair a aisiompaíonn siad ag úsáid rátaí cánach a glacadh nó a glacadh sa tsubstaint ar an dáta tuairiscithe.

Níor aithníodh cáin iarchurtha i leith cánacha siarchoinneálacha agus cánacha eile a bheadh iníoctha ar thuilleamh fochuideachtaí eachtracha nár cuireadh ar aghaidh, mar go bhfuil an Grúpa in ann an t-am a n-aisiompaítear na difríochtaí sealadacha a rialú agus is dócha nach n-aisiompóidh na difríochtaí sealadacha go ceann i bhfad. Maidir leis na dliteanais i dtaca le cáin iarchurtha nár aithníodh i leith na ndifríochtaí sealadacha seo, níl siad ábhartha ó tharla gur féidir leis an nGrúpa brath ar dhíolúintí rannpháirtíochta agus ar chreidmheasanna cánach a bheith ar fáil i gcomhthéacs infheistíochtaí an Ghrúpa i bhfochuideachtaí.

Léiríonn tomhas na cánach iarchurtha na hiarmhairtí cánach a leanfadh ón gcaoi a bhfuil an Grúpa ag súil, ar an dáta tuairiscithe, le suim ghlanluacha a shócmhainní agus a dhliteanas a aisghabháil nó a réiteach. Meastar talamh ag an ráta díolacháin. Chun na críche sin, glactar leis go n-aisghabhtar suim ghlanluacha na réadmhaoine infheistíochta a thomhaistear ag a luach cóir tríd an díolachán, agus níor bhréagnaigh an Grúpa an t-ionchas sin. Ní fhritháirítear sócmhainní agus dliteanais cánach iarchurtha seachas má chomhlíontar critéir áirithe.

### Airgeadra eachtrach

#### (i) Idirbhearta airgeadra eachtraigh

Aistrítear idirbhearta in airgeadraí eachtracha go hairgeadraí feidhmiúla faoi seach chuideachtaí an Ghrúpa ag na rátaí malartaithe ar dhátaí na n-idirbheart. Aistrítear sócmhainní agus dliteanais airgeadais a ainmnítear in airgeadraí eachtracha go dtí na hairgeadraí feidhmiúla ag an ráta malartaithe ar an dáta tuairiscithe. Aistrítear sócmhainní agus dliteanais neamhairgeadais a thomhaistear ag luach cóir in airgeadra eachtrach a aistriú go dtí an t-airgeadra feidhmiúil ag an ráta malartaithe nuair a cinneadh an luach cóir. Aithnítear difríochtaí idir airgeadraí eachtracha sa bhrabús nó sa chaillteanas go hiondúil. Ní aistrítear earraí neamhairgeadais a thomhaistear bunaithe ar a gcostas stairiúil in airgeadra eachtrach.

#### (ii) Oibríochtaí eachtracha

Aistrítear sócmhainní agus dliteanais oibríochtaí eachtracha, lena n-áirítear cáilmheas agus coigeartuithe ar luach cóir a eascraíonn as fáil, go euro ag an ráta malartaithe ar an dáta tuairiscithe. Aistrítear ioncam agus speansais oibríochtaí eachtracha go euro ag na rátaí malartaithe ar dhátaí na n-idirbheart.

Aithnítear difríochtaí idir airgeadraí eachtracha in ioncam cuimsitheach eile agus carntar iad sa chúlchiste aistrithe, seachas sa mhéid a leithdháiltear an difríocht aistrithe ar leasanna neamh-urlámhais.

Nuair a dhiúscraítear oibríocht eachtrach ina hiomláine nó nuair a dhiúscraítear cuid di agus go gcailltear urlámhas nó comh-urlámhas dá bharr, athrangaítear an tsuim charntha sa chúlchiste aistrithe a bhaineann leis an oibríocht eachtrach sin go dtí an brabús nó caillteanas mar chuid den ghnóthachan nó den chaillteanas ar an diúscairt. Má dhiúscraíonn an Grúpa cuid dá leas i bhfochuideachta ach go gcoinníonn sé urlámhas, athshanntar cion ábhartha na suime carntha go leasanna neamh-urlámhais. Nuair nach ndiúscraíonn an Grúpa ach cuid de chomhfhiontar ach go gcoinníonn sé comh-urlámhas, athrangaítear cion ábhartha na suime carntha go brabús nó caillteanas.

## Ionstraimí airgeadais

Aithnítear sócmhainní airgeadais agus dliteanais airgeadais i ráiteas an Ghrúpa maidir le staid airgeadais nuair a bhíonn an Grúpa ina pháirtí le forálacha conarthacha na hionstraime. Tomhaistear sócmhainní airgeadais agus dliteanais airgeadais ar dtús ag luach cóir. Déantar costais idirbheart a bhaineann go díreach le héadáil nó le heisiúint sócmhainní airgeadais agus dliteanas airgeadais (seachas sócmhainní airgeadais agus dliteanais airgeadais ag luach cóir trí bhrabús nó caillteanas) a chur le luach cóir na sócmhainní airgeadais nó na ndliteanas airgeadais, nó iad a bhaint díobh, mar is cuí, ar a gcéad-aithint. Aithnítear láithreach i mbrabús nó i gcaillteanas costais idirbhearta bhaineann go díreach le héadáil sócmhainní airgeadais nó dliteanas airgeadais ag luach cóir trí bhrabús nó caillteanas.

### (i) Sócmhainní airgeadais

Déantar sócmhainní airgeadais a thomhas ina dhiaidh sin ina n-iomláine ag luach cóir trí ioncam cuimsitheach eile, ag luach cóir tríd an gcuntas brabúis agus caillteanais nó ag costas amúchta.

**Sócmhainní airgeadais a thomhaistear i ndiaidh an idirbhirt ag luach cóir**

Déantar ionstraimí fiachais a chomhlíonann na coinníollacha seo a leanas a thomhas i ndiaidh an idirbhirt ag costas amúchta:

- coinnítear an tsócmhainn airgeadais laistigh de mhúnla gnó a bhfuil sé mar chuspóir aige sócmhainní airgeadais a shealbhú chun sreafaí airgid conartha a bhailiú; agus
- cothaíonn téarmaí conartha na sócmhainne airgeadais ar dhátaí sonraithe sreafaí airgid ar íocaíochtaí príomhshuime agus úis amháin iad ar an mbunmhéid neamhíoctha.

Áiríonn an Grúpa sa chatagóir seo airgead tirim, trádála agus infháltais eile.

Ina dhiaidh sin, déanann an Grúpa gach sócmhainn airgeadais eile a thomhas ag luach cóir trí bhrabús nó caillteanas (FVTPL).

**Costas amúchta agus modh éifeachtach úis**

Is modh é an modh úis éifeachtach chun costas amúchta ionstraime fiachais a ríomh agus ioncam úis a leithdháileadh thar an tréimhse ábhartha.

Is é costas amúchta sócmhainne airgeadais an tsuim ag a ndéantar an tsócmhainn airgeadais a thomhas ar a céad-aithint lúide na haisíocaíochtaí príomhshuime, móide an t-amúchadh carnach ach úsáid a baint as modh úis éifeachtach i leith aon difríochta idir an tsuim thosaigh sin agus an tsuim aibíochta, arna coigeartú le haghaidh aon liúntais chaillteanais. Is é is suim iompartha chomhlán sócmhainne airgeadais ann costas amúchta sócmhainne airgeadais sula ndéantar coigeartú de bhun aon liúntais chaillteanais.

Aithnítear ioncam úis ach úsáid a bhaint as an modh úis éifeachtach le haghaidh ionstraimí fiachais arna thomhas i ndiaidh an idirbhirt ag costas amúchta. Ríomhtar ioncam úis ach an ráta úis éifeachtach a chur i bhfeidhm ar shuim iompartha chomhlán sócmhainne airgeadais.

**Bearnú sócmhainní airgeadais**

Ní shealbhaíonn an Grúpa ach infháltais trádála agus eile ar chostas amúchta, gan aon chomhpháirt mhaoinithe shuntasach agus lena mbaineann aibíochtaí níos lú ná 12 mhí agus dá bhrí sin, roghnaigh sé cur chuige atá cosúil leis an gcur chuige simplithe maidir le caillteanais chreidmheasa ionchais (ECL) faoi IFRS 9 i ndáil lena infháltais go léir. Dá bhrí sin, ní rianaíonn an Grúpa athruithe ar riosca creidmheasa, ach ina ionad sin, aithníonn sé liúntas caillteanais bunaithe ar ECLanna saoil ar gach dáta tuairiscithe. Is éard atá i suim iompartha úis infhaighte, infháltais ar thrádálacha neamh-shocraithe agus infháltais ghearrthéarmacha eile, arna dtomhas ag costas amúchta lúide aon chaillteanas ionchais, ar neasluach chóir de iad toisc iad a bheith gearrthéarmach. Níor aithin an Grúpa aon bhearnú le linn na bliana dar críoch an 31 Nollaig 2019.

**Dí-aithint sócmhainní airgeadais**

Ní dhéanann an Grúpa sócmhainn airgeadais a dhí-aithint ach amháin nuair a théann na cearta conarthacha ar shreafaí airgid ón tsócmhainn in éag, nó nuair a aistríonn sé go substainteach an tsócmhainn airgeadais agus na rioscaí agus na sochair go léir a bhaineann le húinéireacht na sócmhainne chuig eintiteas eile. Mura n-aistríonn nó mura gcoinníonn an Grúpa gach riosca agus luach saothair úinéireachta go substainteach agus má leanann sé ar aghaidh ag rialú na sócmhainne aistrithe, aithníonn an Grúpa a ús coinnithe sa tsócmhainn agus dliteanas gaolmhar ar shuimeanna a d'fhéadfadh sé a íoc.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 1. Beartais Shuntasacha Chuntasaíochta ar lean

**Ionstraimí airgeadais** ar lean

**Dí-aithint sócmhainní airgeadais** ar lean

Má choinníonn an Grúpa na rioscaí agus na sochair go substainteach a bhaineann le húinéireacht sócmhainne airgeadais aistrithe, leanann an Grúpa air ag aithint na sócmhainne airgeadais agus aithníonn sé freisin iasachtú comhthaobhachta na bhfáltas a fhaightear.

**(i) Ionstraimí airgeadais ar lean**

Ar dhí-aithint sócmhainne airgeadais a thomhaistear ag costas amúchta, aithnítear an difríocht idir suim iompartha na sócmhainne agus suim na comaoine a fuarthas agus aithnítear an t-infháltas i mbrabús nó i gcaillteanas.

**(ii) Dliteanais airgeadais**

Déantar gach dliteanas airgeadais a thomhas ina dhiaidh sin ag costas amúchta agus úsáid á baint as an modh úis éifeachtach.

**Dliteanais airgeadais a thomhaistear i ndiaidh an idirbhirt ag costas amúchta**

Maidir le dliteanais airgeadais nach (i) comaoin theagmhasach faighteora i meascán gnó iad, (ii) a choinnítear chun críche trádála, nó (iii) a shainítear ina FVTPL, tomhaistear i ndiaidh an idirbhirt ag a gcostas amúchta agus úsáid á baint as an modh úis éifeachtaigh. Áiríonn an Grúpa sa chatagóir seo nithe iníoctha trádála agus nithe iníoctha gearrthéarmacha eile.

Is modh é an modh úis éifeachtach chun costas amúchta dliteanais airgeadais a ríomh agus speansas úis a leithdháileadh thar an tréimhse ábhartha. Is é an ráta úis éifeachtach an ráta a thugann lascaine dhíreach íocaíochtaí measta airgid thirim amach anseo (lena n-áirítear na táillí agus na pointí go léir a íoctar nó a fhaightear mar chuid lárnach den ráta úis éifeachtach, de chostais idirbheart agus de phréimheanna nó de lascainí eile) i rith shaol ionchasach an dliteanais airgeadais, nó (más cuí) i rith tréimhse níos giorra, le costas amúchta dliteanais airgeadais.

**Dí-aithint Dliteanas Airgeadais**

Ní dhéanann an Grúpa dliteanais airgeadais a dhí-aithint ach amháin nuair a scaoiltear, a chealaítear nó scortar oibleagáidí an Ghrúpa, agus an uair sin amháin. Déantar an difríocht idir suim iompartha an dliteanais airgeadais agus an chomaoin íoctha agus iníoctha a aithint sa bhrabús nó sa chaillteanas.

Nuair a mhalartaíonn an Grúpa ionstraim fiachais amháin leis an iasachtóir reatha d'ionstaim fiachais eile lena ngabhann téarmaí atá difriúil go substaintiúil, caitear le malartú den sórt sin mar mhúchadh an dliteanais airgeadais bhunaidh agus aithnítear dliteanas airgeadais nua. Ar an gcaoi chéanna, caitheann an Grúpa le modhnú substaintiúil ar théarmaí dliteanais reatha nó cuid de mar mhúchadh an dliteanais airgeadais bhunaidh agus aithnítear dliteanas airgeadais nua. Glactar leis go bhfuil na téarmaí difriúil go substaintiúil má tá difear 10 faoin gcéad ar a laghad idir luach reatha lascainithe na sreafaí airgid faoi na téarmaí nua, lena n-áirítear aon táillí a íocadh glan ar aon táillí a fuarthas agus a lascainíodh agus úsáid á baint as an ráta éifeachtach bunaidh, agus luach lascainithe na sreafaí airgid atá fágtha ón dliteanas airgeadais bunaidh. Mura bhfuil an modhnú substaintiúil, ba chóir difríocht idir: (1) suim iompartha an dliteanais roimh an modhnú; agus (2) luach reatha na sreafaí airgid tar éis a modhnaithe a aithint sa bhrabús nó sa chaillteanas mar gnóthachan nó caillteanas modhnúcháin laistigh de ghnóthachain agus caillteanais eile.

### Bearnú Sócmhainní Airgeadais

Aithníonn an Grúpa liúntas caillteanais do chaillteanais chreidmheasa ionchais ar infheistíochtaí in ionstraimí fiachais a thomhaistear ag costas amúchta nó ag FVTOCI, infháltais trádála agus eile agus sócmhainní conartha, chomh maith le conarthaí ráthaíochta airgeadais. Déantar suim na gcaillteanas creidmheasa ionchais a thabhairt cothrom le dáta ag gach dáta tuairiscithe chun athruithe i riosca creidmheasa a léiriú ó chéad-aithint na hionstraime airgeadais sin.

Aithníonn an Grúpa ECL ar feadh an tsaoil maidir le hinfháltais trádála, sócmhainní conartha agus earraí infhaighte eile. An bhfuil súil leis Meastar caillteanais chreidmheasa ar na sócmhainní airgeadais seo ag baint úsáide as maitrís soláthair bunaithe ar stairiúil an Ghrúpa taithí ar chaillteanas creidmheasa, arna choigeartú do fhachtóirí atá a bhaineann go sonrach leis na nithe infhaighte, dálaí eacnamaíocha ginearálta agus measúnú ar an sruth chomh maith leis an réamhaisnéis treo na gcoinníollacha ar an dáta tuairiscithe, lena n-áirítear luach ama airgid nuair is cuí.

I gcás gach ionstraime airgeadais eile, iasacht an scairshealbhóra in Premier Lotteries Ireland san áireamh, aithníonn an Grúpa ECL saoil nuair a thagann méadú suntasach ar riosca creidmheasa ó uair a céad-aitheanta. Mar sin féin, mura bhfuil méadú suntasach tagtha ar riosca creidmheasa na hionstraime airgeadais ón gcéad-aithint, tomhaiseann an Grúpa an liúntas caillteanais don ionstraim airgeadais sin ag suim is comhionann le ECL 12 mhí.

Is ionann ECL saoil agus na caillteanais chreidmheasa ionchais a thiocfaidh as gach loictheagmhas féideartha thar shaolré ionchais ionstraime airgeadais. Os a choinne sin, is ionann ECL 12 agus an chuid den ECL saoil a bhfuiltear ag súil leis mar thoradh ar loictheagmhais ionstraime airgeadais is féidir tarlú laistigh de 12 mhí tar éis an dáta tuairiscithe.

## 2. Ioncam

| | 2019<br>€'000 | 2018<br>€'000 |
|---|---:|---:|
| Is mar seo a leanas a dhéantar anailís ar an ioncam: | | |
| **Poblacht na hÉireann** | | |
| Postas: Litreacha agus beartáin | 591,985 | 580,448 |
| Postas: Toghcháin agus reifrinn | 22,416 | 15,386 |
| Oifigí poist: Seirbhísí gníomhaireachta, seirbhísí seoltáin agus seirbhísí gaolmhara | 162,920 | 159,558 |
| Seirbhísí eile | 40,436 | 57,470 |
| | 817,757 | 812,862 |
| **An Ríocht Aontaithe** | | |
| Dáileachán poist agus seirbhísí gaolmhara | 74,371 | 84,092 |
| **Ioncam** | 892,128 | 896,654 |

## 3. Costais Oibriúcháin

| | 2019<br>€'000 | 2018<br>€'000 |
|---|---:|---:|
| Ba iad seo a leanas costais chomhdhlúite an Ghrúpa: | | |
| **Costais foirne agus máistrí poist** | | |
| Pá agus tuarastail | 419,056 | 413,250 |
| Costais Máistrí Poist | 65,622 | 69,659 |
| Costais árachais shóisialta | 39,655 | 38,162 |
| | 524,333 | 521,071 |
| Costais phinsin | 41,535 | 47,667 |
| **Iomlán costais phárolla foirne agus máistrí poist** | 565,868 | 568,738 |
| **Costais eile:** | | |
| Dáileadh | 84,850 | 92,665 |
| Áiseanna | 20,416 | 26,769 |
| Oibríochtúil | 75,261 | 83,729 |
| Riarachán | 66,181 | 63,926 |
| Dímheas | 35,066 | 18,245 |
| Bearnú | - | 2,726 |
| Amúchadh | 2,591 | 2,508 |
| | 284,365 | 290,568 |
| | 850,233 | 859,306 |

## 4. Costais Chlaochlúcháin

B'ionann na costais a bhain le cur i bhfeidhm Chonradh nua na Máistrí Poist agus le hathrú mhéid Líonra na nOifigí Poist agus €9,781,000 (2018: €13,974,000) i rith na bliana.

Aithnítear soláthar breise €5,500,000 i leith dhúnadh Ionad Poist Chorcaí. Dúnadh oibríocht próiseála poist na saoráide seo an 23 Márta 2020. Féach nóta 23.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 5. Diúscairt Fochuideachtaí

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Fáltais ó dhiúscairtí (glan ar chostais diúscairtí) | 51,651 | - |
| Lúide: glansócmhainní fochuideachtaí ag a luach tugtha anonn | (14,625) | - |
| Móide: suim ghlanluacha leasanna neamh-urlámhais | 3,806 | - |
| Lúide: aistriú airgeadra eachtraigh arna athaicmiú ar dhiúscairt | (794) | - |
| Brabús ar dhiúscairt fochuideachtaí | 40,038 | - |

Ar an 31 Eanáir 2019, díoladh scairsheilbh iomlán TSC Ventures DAC (cuideachta shealbhaíochta na scaireanna sa ghrúpa cuideachtaí One4all Gift Voucher) le Blackhawk Network, eagraíocht teicneolaíochta airgeadais dhomhanda. B'ionann luach an idirbhirt agus €105m agus bhí 53.6% de na scaireanna in TSC Ventures DAC ag An Post roimhe seo. Áirítear ar na fáltais díolachán a aithníodh in 2019 dhá mhéid a bhí á gcoinneáil in eascró ag am an idirbhirt ar luach €10.187m. Tá na méideanna sin san áireamh i bhFéichiúnaithe Eile amhail an 31 Nollaig 2019 agus fuarthas iad in am, in Eanáir 2020 agus i Márta 2020. Is féidir go bhfaighidh An Post comaoin theagmhasach €5.6m i ndáil leis an díolachán in 2021. Tá sé sin á chonneáil i gcuntas eascró speisialta faoi láthair agus ní cuid de na fáltais ó dhíolacháin a aithníodh in 2019 é.

Tugadh díol Precision Marketing Information Limited, fochuideachta sách beag, a chuir sonraí margaíochta, seirbhísí bunachar sonraí agus eolairí gnó ar fáil chun críche i mí Márta 2019.

### 6. Ioncam Airgeadais

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Ús ar iasacht infhaighte Premier Lotteries Ireland (PLI) | 2,394 | 2,190 |
| Roinneann rogha PLI ioncam | - | 2,130 |
| Ioncam ó infheistíochtaí | - | 243 |
| Ús ar thaiscí gearrthéarmacha | 24 | 14 |
| | 2,418 | 4,577 |

### 7. Costais Airgeadais

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Costas ar ús sócmhainne um cheart úsáide | 1,555 | - |
| Ús ar léas airgeadais | 108 | 281 |
| Glanchostas úis ar phinsean | 500 | 500 |
| Ús ar Iasacht Rialtais | 306 | 309 |
| Costais eile úis | 257 | 389 |
| | 2,726 | 1,479 |

## 8. Brabús roimh Chánachas

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Luaitear an brabús roimh chánachas i ndiaidh an méid seo a leanas a mhuirearú: | | |
| **Cíosanna ar léas oibriúcháin:** | | |
| Cíos ar fhoirgnimh | 199 | 7,686 |
| Trealamh eile agus mótarfheithiclí | 2,245 | 13,099 |
| | 2,444 | 20,785 |
| **Díolaíochtaí na stiúrthóirí:** | | |
| Táillí | 218 | 220 |
| Díolaíochtaí - Príomhfheidhmeannach | 322 | 300 |
| | 540 | 520 |
| **Speansais íoctha le Stiúrthóirí** | | |
| Taisteal | 6 | 2 |
| Cothabháil | 1 | 1 |
| | 7 | 3 |
| **Luach saothair an iniúchóra* - Grúpa** | | |
| Iniúchadh ar ráitis airgeadais an ghrúpa | 279 | 334 |
| Seirbhísí ráthaíochta eile | 148 | 287 |
| Seirbhísí neamh-iniúchta eile | - | - |
| | 427 | 621 |
| **Luach saothair an iniúchóra* - Cuideachta An Post** (san áireamh thuas) | | |
| Iniúchadh ar ráitis airgeadais an aonáin | 168 | 190 |
| Seirbhísí ráthaíochta eile | 148 | 287 |
| Seirbhísí neamh-iniúchta eile | - | - |
| | 316 | 477 |
| | | |
| Luaitear an brabús roimh chánachas i ndiaidh an méid seo a leanas a chur do shochar: | | |
| Deontais chaipitil amúchta | 449 | 449 |
| (Caillteanas) / brabús ar dhíol gléasra agus trealaimh | (4) | 14 |
| | 445 | 463 |

*Níl CBL san áireamh

Ní áirítear sna suimeanna thuasluaite mar dhíolaíochtaí stiúrthóirí ach na suimeanna a íocadh le stiúrthóirí i bhfeidhmiú a ndualgas mar stiúrthóirí agus tuarastal an Phríomhfheidhmeannaigh. Ní áirítear orthu tuarastail stiúrthóirí ar fostaithe iad ná luach saothair stiúrthóir na máistrí poist.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 8. Brabús roimh Chánachas ar lean

Tá luach saothair na stiúrthóirí, lena n-áirítear faisnéisithe de réir an Chóid Cleachtais chun Comhlachtaí Stáit a Rialú (an "Cód Cleachtais") agus Acht na gCuideachtaí, 2014, leagtha amach thíos.

Seo a leanas pacáiste luacha saothair David McRedmond, an Príomh-Oifigeach Feidhmiúcháin, atá san áireamh sna suimeanna a thugtar thuas mar dhíolaíochtaí stiúrthóirí.

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Buntuarastal | 250 | 240 |
| Díolaíochtaí eile: | | |
| Táille stiúrthóra | - | - |
| Sochar comhchineáil - caiteachas comhlán | 9 | - |
| Ranníocaíochtaí pinsin íoctha | 63 | 60 |
| | 322 | 300 |

De réir an Chóid Cleachtais, seo a leanas na táillí a íocadh le gach stiúrthóir:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Dermot Divilly (Cathaoirleach) | 31 | 31 |
| Noel Adamson | 16 | 16 |
| Carol Bolger | 16 | 16 |
| Deirdre Burns | 16 | 16 |
| Peter Coyne | 16 | 3 |
| Thomas Devlin | 16 | 16 |
| Jennifer Loftus | 3 | 16 |
| David McRedmond (Príomhoifigeach Feidhmiúcháin)* | - | - |
| Pádraig McNamara | 16 | - |
| William Mooney | 16 | 16 |
| Kieran Mulvey** | 5 | - |
| Ed Murray | 3 | 16 |
| Thomas O'Brien | - | 7 |
| Martina O'Connell | 16 | 16 |
| Mary O'Donovan | 16 | 3 |
| Niall Phelan | 16 | 16 |
| Lorraine Tormey | - | 16 |
| James Wrynn | 16 | 16 |
| Iomlán | 218 | 220 |

* Ní fhaigheann David McRedmond táille stiúrthóra.

** Cheap an tAire Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil Kieran Mulvey ar an mBord an 16 Meán Fómhair 2019.

## 9. Cáin Ioncaim

### A. Suimeanna aitheanta sa bhrabús nó sa chaillteanas

| | **2019 €000** | **2018 €000** |
|---|---|---|
| **Cáin reatha** | | |
| Éire - Cáin Chorparáide | 978 | 1,959 |
| Coigeartuithe i ndáil leis an mbliain roimhe seo | (20) | (455) |
| An Ríocht Aontaithe - Cáin Chorparáide | 255 | 386 |
| | 1,213 | 1,890 |
| **Cáin iarchurtha** | | |
| Bunús agus aisiompú na ndifríochtaí sealadacha | (1,238) | (456) |
| Coigeartuithe i ndáil leis an mbliain roimhe seo | 48 | 74 |
| | (1,190) | (382) |
| Muirear cánach iomlán | 23 | 1,508 |

### B. Réiteach an ráta éifeachtaigh cánach

| | **2019 €000** | **2018 €000** |
|---|---|---|
| Brabús roimh chánachas | 66,344 | 26,772 |
| Cáin ag úsáid ráta cánach baile na Cuideachta - 12.5% (2018: 12.5%) | 8,293 | 3,346 |
| Tionchar cánach: | | |
| Speansais nach féidir a asbhaint / ioncam nach bhfuil inchánach | (4,721) | 153 |
| Cáin siarchoinnithe ó íocaíochtaí a rinneadh | - | 6 |
| Ioncam agus gnóthachain le rátaí cánach níos airde | 559 | 819 |
| Caillteanais chánach a úsáideadh nár aithníodh an bhliain roimhe sin | (718) | (1,650) |
| Gluaiseacht i gcáin iarchurtha neamhaitheanta | (3,418) | (785) |
| Rósholáthar don bhliain roimhe sin | 28 | (381) |
| Muirear cánach iomlán | 23 | 1,508 |

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 9. Cáin Ioncaim ar lean

#### C. Gluaiseacht in iarmhéideanna cánach iarchurtha

**Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2019**

| | Iarmhéid glan amhail an 1 Ean €'000 | Aitheanta i mbrabús nó i gcaillteanas 2019 €'000 | Aitheanta in ioncam cuimsitheach eil 2019 €'000 | Iarmhéid glan amhail an 31 Noll sócmhainn/ (dliteanas) 2019 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh | (8,566) | 564 | - | (8,002) |
| Sochair fostaithe | 6,830 | (839) | (1,616) | 4,375 |
| Soláthairtí eile | 516 | (718) | - | (202) |
| Caillteanas cánach a thabhairt ar aghaidh (aitheantas ioncaim) | 1,563 | 2,183 | - | 3,476 |
| | 343 | 1,190 | (1,616) | (83) |
| Faisnéisithe mar Sócmhainní Cánach iarchurtha | | | | 2,356 |
| Dliteanas cánach iarchurtha | | | | (2,439) |

De bharr na héiginnteachta faoi bhrabúis incháinithe a d'fhéadfadh a bheith ann sa todhchaí, níor aithníodh sócmhainn cánach iarchurtha fhéideartha sa Ghrúpa dar luach €11,784,000 (2018: €16,247,000) a d'eascair as caillteanais bhreise a tugadh ar aghaidh.

**Iarmhéid amhail an 31 Nollaig 2018**

| | Iarmhéid glan amhail an 1 Ean €'000 | Aitheanta i mbrabús nó i gcaillteanas 2018 €'000 | Aitheanta in ioncam cuimsitheach eile 2018 €'000 | Iarmhéid glan amhail an 31 Noll sócmhainn/ (dliteanas) 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh | (6,781) | (1,785) | - | (8,566) |
| Sochair fostaithe | 6,040 | 1,633 | (843) | 6,830 |
| Soláthairtí eile | 817 | (301) | - | 516 |
| Caillteanas cánach a thabhairt ar aghaidh (aitheantas ioncaim) | 728 | 835 | - | 1,563 |
| | 804 | 382 | (843) | 343 |
| Faisnéisithe mar shócmhainní cánach iarchurtha | | | | 2,091 |
| Dliteanas cánach iarchurtha | | | | (1,748) |

Amhail an 31 Nollaig 2018, rinneadh €298,000 de na sócmhainní cánach iarchurtha, agus €135,000 den dliteanas cánach iarchurtha a athaicmiú mar shócmhainn atá aicmithe ina sócmhainn ar coinneáil chun díola, agus mar dhliteanais ghaolmhara i leith na sócmhainní atá aicmithe ina sócmhainní atá ar coinneáil chun díola (nóta 18).

## 10. Líon agus Costais Foirne agus Máistrí Poist

Ba é an meánlíon daoine i gcoibhéisí lánaimseartha (CLA), gan máistrí poist san áireamh, a bhí ag obair sa Ghrúpa i rith na bliana:

| | 2019 | 2018 |
|---|---|---|
| Oibríochtaí | 8,700 | 8,556 |
| Corparáideach | 361 | 374 |
| Iomlán na bhfostaithe sa Chuideachta (CLA) | 9,061 | 8,930 |
| Fochuideachtaí | 690 | 793 |
| Líon iomlán fostaithe an Ghrúpa (CLA) | 9,751 | 9,723 |

Ba é an meánlíon fostaithe a bhí ag obair sa Ghrúpa i rith na bliana:

| | 2019 | 2018 |
|---|---|---|
| Oibríochtaí | 8,063 | 8,011 |
| Corparáideach | 380 | 398 |
| Fostaithe Cuideachta | 8,443 | 8,409 |
| Fostaithe ócáideacha | 897 | 881 |
| Iomlán na bhfostaithe sa Chuideachta | 9,340 | 9,290 |
| Fochuideachtaí | 692 | 809 |
| Iomlán fostaithe an Ghrúpa | 10,032 | 10,099 |

Ba é an meánlíon máistrí poist a fostaíodh mar ghníomhairí:

| | 2019 | 2018 |
|---|---|---|
| Máistrí Poist: Fostaithe mar ghníomhairí | 866 | 994 |

Ba iad seo a leanas na costais chomhiomlána ar phárolla agus ar mháistrí poist:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Pá agus tuarastail | 419,056 | 413,250 |
| Costais árachais shóisialta | 39,655 | 38,162 |
| Costais phinsin | 41,535 | 47,667 |
| Iomlán na gcostas párolla | 500,246 | 499,079 |
| Máistrí Poist: Fostaithe mar ghníomhairí | 65,622 | 69,659 |
| Iomlán costais phárolla foirne agus máistrí poist | 565,868 | 568,738 |

Chomh maith leis sin, féach nóta 4 le haghaidh sonraí faoi chostais Nuachóiriúcháin a bhaineann le Máistrí Poist a bheith ag imeacht agus ag síniú chonradh nua na Máistrí Poist.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 11. Sócmhainní Doláimhsithe agus Cáilmheas

| Grúpa | Cáilmheas €'000 | Bogearraí €'000 | Iomlán €'000 |
|---|---|---|---|
| **Costas** | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 41,262 | 60,494 | 101,756 |
| Arna aistriú chuig grúpa diúscartha atá ar coinneáil chun díola | (9,718) | (102) | (9,820) |
| Méideanna breise | - | 3,269 | 3,269 |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | (19) | (79) | (98) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 31,525 | 63,582 | 95,107 |
| Méideanna breise | - | 5,715 | 5,715 |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | 119 | 370 | 489 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 31,644 | 69,667 | 101,311 |
| **Amúchadh agus bearnú** | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 28,713 | 54,275 | 82,988 |
| Arna aistriú chuig grúpa diúscartha atá ar coinneáil chun díola | (3,986) | (102) | (4,088) |
| Muirear i gcomhair na bliana | - | 2,508 | 2,508 |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | - | (18) | (18) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 24,727 | 56,663 | 81,390 |
| Muirear i gcomhair na bliana | - | 2,591 | 2,591 |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | - | 164 | 164 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 24,727 | 59,418 | 84,145 |
| **Suim ghlanluacha** | | | |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 6,917 | 10,249 | 17,166 |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 6,798 | 6,919 | 13,717 |

Áirítear amúchadh na mbogearraí sna costais oibriúcháin. B'ionann glansuim ghlanluacha na sócmhainní doláimhsithe a bhí á gcoinneáil faoi léasanna airgeadais agus €408,000 (2018: €944,000).

#### Tástáil ar bhearnú le haghaidh aonaid giniúna airgid lena ngabhann cáilmheas

Chun críocha na tástála ar bhearnú, leithroinneadh cáilmheas ar aonaid giniúna airgid (rannáin oibríochta) an Ghrúpa mar seo a leanas:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Air Business & Jordans | 2,424 | 2,305 |
| One Direct | 4,493 | 4,493 |
| | 6,917 | 6,798 |

Amhail an 31 Nollaig 2018, athaicmíodh an cáilmheas a bhain le grúpa cuideachtaí an Gift Voucher Shop mar chuid den ghrúpa diúscartha a bhí ar coinneáil chun díola. Diúscraíodh an grúpa cuideachtaí seo an 31 Eanáir 2019 agus tá an cáilmheas gaolmhar ar fad diúscartha dá bharr.

Bunaíodh méideanna in-aisghabhála na n-aonad giniúna airgid sin ar a luach úsáide, a cinneadh trí na sreafaí airgid sa todhchaí atá le giniúint ó úsáid leanúnach an aonaid giniúna airgid a lascainiú. Déantar cur síos ar ghníomhaíochtaí na n-aonad giniúna airgid i Nóta 26.

Ba iad seo a leanas na príomhbhoinn tuisceana a úsáideadh chun an luach úsáide a mheas:

### Sreabhadh airgid réamh-mheasta

Bunaítear sreabhadh airgid réamh-mheasta ar thuilleamh buiséadaithe sa todhchaí. Tá tuilleamh buiséadaithe bunaithe ar bhuiséad 2020 a d'fhaomh an Bord agus réamh-mheastacháin do 2021 go 2024.

### Rátaí lascaine

Cuirtear ráta lascaine roimh cháin de 8% (2018: 8%) i bhfeidhm ar bhrabúis gach aonaid giniúna airgid sa ríomh bearnaithe.

### Bearnuithe

Níor aithníodh aon bhearnú mar gheall ar na tástálacha roimhe seo ar bhearnú don bhliain dar críoch 2019 (2018: €nialas).

### Íogaireacht

Reáchtáil an Grúpa íogaireachtaí bunaithe ar athruithe réasúnta féideartha i dtoimhdí agus ní chruthódh na híogaireachtaí sin gá le bearnú a aithint in 2019 ná in 2018.

| Cuideachta | Bogearraí €'000 | Iomlán €'000 |
|---|---|---|
| **Costas** | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 57,659 | 57,659 |
| Méideanna breise | 1,827 | 1,827 |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 59,486 | 59,486 |
| Méideanna breise | 4,195 | 4,195 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 63,681 | 63,681 |
| **Amúchadh agus bearnú** | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 53,480 | 53,480 |
| Muirear i gcomhair na bliana | 1,779 | 1,779 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 56,976 | 56,976 |
| **Suim ghlanluacha** | | |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 6,705 | 6,705 |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 4,227 | 4,227 |

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

## 12. Réadmhaoin Infheistíochta

### An Grúpa agus an Chuideachta

**Suim ghlanluacha a réiteach**

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Iarmhéid amhail tús na bliana | 715 | 715 |
| Athrú ar luach cóir | - | - |
| Iarmhéid amhail deireadh na bliana | 715 | 715 |

Cuimsítear réadmhaoin tráchtála atá ar léas le tríú páirtí sa réadmhaoin infheistíochta. Ní ghearrtar cíosanna teagmhasacha ar bith.

Aithnítear athruithe ar luach cóir mar ghnóthachain i mbrabús nó i gcaillteanas agus áirítear iad in 'ioncam eile'. Tá gach gnóthachan neamhréadaithe.

**Luachanna córa a thomhas**

Bhreithnigh na stiúrthóirí luach cóir na réadmhaoine infheistíochta amhail an 31 Nollaig 2019. Ag féachaint do thaithí a bhí acu le déanaí ar shuíomh agus ar chatagóir na réadmhaoine, creideann na stiúrthóirí nach bhfuil aon athrú tagtha ar a luach, €715,000.

Catagóiríodh tomhas an luach chóir don réadmhaoin infheistíochta mar luach cóir Leibhéal 3 bunaithe ar ionchuir na teicníce luachála a úsáideadh.

Níor soláthraíodh nochtadh breise maidir le luach cóir na réadmhaoine infheistíochta toisc nach meastar iad a bheith ábhartha.

## 13. Réadmhaoin, Gléasra agus Trealamh

| | Talamh agus foirgnimh ruílse agus léasachta fada €'000 | Mótar-fheithiclí €'000 | Trealamh ríomhaireachta agus oibriúcháin €'000 | Iomlán €'000 |
|---|---|---|---|---|
| **Grúpa** | | | | |
| **Costas** | | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 294,317 | 12,827 | 324,731 | 631,875 |
| Méideanna breise | 3,038 | 120 | 11,799 | 14,957 |
| Diúscairtí | - | (397) | (689) | (1,086) |
| Athaicmithe ina Sócmhainní atá ar coinneáil chun díola | (86) | (60) | (3,495) | (3,641) |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | - | (10) | (306) | (316) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 297,269 | 12,480 | 332,040 | 641,789 |
| Aithint sócmhainne um cheart úsáide ar chéadchur i bhfeidhm IFRS 16 | 58,196 | 15,063 | 468 | 73,727 |
| Iarmhéid coigeartaithe amhail an 1 Eanáir 2019 | 355,465 | 27,543 | 332,508 | 715,516 |
| Méideanna breise | 8,347 | 33,587 | 14,304 | 56,238 |
| Diúscairtí | - | (200) | (45) | (245) |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | 809 | 15 | 415 | 1,239 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 364,621 | 60,945 | 347,182 | 772,748 |
| **Dímheas carnach agus caillteanais bhearnaithe** | | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 104,505 | 5,458 | 291,192 | 401,155 |
| Curtha chun dochair i rith na bliana | 7,093 | 2,286 | 8,866 | 18,245 |
| Caillteanas bearnúcháin | - | - | 2,726 | 2,726 |
| Díbeartha ar dhiúscairtí | - | (367) | (602) | (969) |
| Athaicmithe ina Sócmhainní atá ar coinneáil chun díola | (75) | (60) | (2,418) | (2,553) |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | - | (8) | (316) | (324) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 111,523 | 7,309 | 299,448 | 418,280 |
| Curtha chun dochair i rith na bliana | 14,058 | 11,848 | 9,160 | 35,066 |
| Díbeartha ar dhiúscairtí | - | (149) | (46) | (195) |
| Gluaiseacht i malartú eachtrach | 33 | 8 | 182 | 223 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 125,614 | 19,016 | 308,744 | 453,374 |
| **Suim Iompartha** | | | | |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 239,007 | 41,929 | 38,438 | 319,374 |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 185,746 | 5,171 | 32,592 | 223,509 |

### Caillteanas bearnúcháin

In 2018, mar gheall ar an meath leanúnach a bhí ag teacht ar líon na míreanna traidisiúnta poist, rinne an Grúpa measúnú ar an trealamh sórtála poist ó thaobh bearnúcháin de, agus aithníodh caillteanas bearnúcháin €2,726,000 i ndáil le trealamh uathoibrithe áirithe. Áirítear an caillteanas bearnúcháin taobh istigh de chostais oibriúcháin sa ráiteas ioncaim. I dtuairim na stiúrthóirí, ní raibh aon bhearnúchán ann in 2019.

### Morgáiste agus muirear

Faoi théarmaí an phlean chun ceanglais an Íoschaighdeáin Maoinithe a chomhlíonadh cuireadh morgáiste agus muirear a bhaineann le sócmhainní réadmhaoine áirithe de chuid na Cuideachta dar luach €72.5 milliún in áit i bhfabhar Scéim Pinsin An Post ("an Scéim") le húsáid mar shócmhainn theagmhasach na Scéime. Tá sonraí breise leagtha amach i nóta 24.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 13. Réadmhaoin, Gléasra agus Trealamh ar lean

| | Talamh agus foirgnimh ruílse agus léasachta fada €'000 | Mótar-fheithiclí €'000 | Trealamh ríomhaireachta agus oibriúcháin €'000 | Iomlán €'000 |
|---|---|---|---|---|
| **Cuideachta** | | | | |
| **Costas** | | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 287,743 | 12,514 | 301,539 | 601,796 |
| Méideanna breise | 3,038 | 96 | 8,351 | 11,485 |
| Diúscairtí | - | (339) | - | (339) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 290,781 | 12,271 | 309,890 | 612,942 |
| Aithint sócmhainne um cheart úsáide ar chéadchur i bhfeidhm IFRS 16 | 35,010 | 14,855 | - | 49,865 |
| Iarmhéid coigeartaithe amhail an 1 Eanáir 2019 | 325,791 | 27,126 | 309,890 | 662,807 |
| Méideanna breise | 8,264 | 33,532 | 13,257 | 55,053 |
| Diúscairtí | - | (130) | - | (130) |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 334,055 | 60,528 | 323,147 | 717,730 |
| **Dímheas carnach agus caillteanais bhearnaithe** | | | | |
| Amhail an 1 Eanáir 2018 | 99,903 | 5,271 | 273,512 | 378,686 |
| Dímheas | 6,991 | 2,237 | 7,176 | 16,404 |
| Caillteanas bearnúcháin | - | - | 2,726 | 2,726 |
| Díbeartha ar dhiúscairtí | - | (322) | - | (322) |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | 106,894 | 7,186 | 283,414 | 397,494 |
| Dímheas | 12,222 | 11,727 | 7,370 | 31,319 |
| Díbeartha ar dhiúscairtí | - | (79) | - | (79) |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 119,116 | 18,834 | 290,784 | 428,734 |
| **Suim Iompartha** | 214,939 | 41,694 | 32,363 | 288,996 |
| Amhail an 31 Nollaig 2019 | 183,887 | 5,085 | 26,476 | 215,448 |
| Amhail an 31 Nollaig 2018 | | | | |

#### An Grúpa agus an Chuideachta
Amhail an 31 Nollaig 2019 b'ionann an ghlansuim ghlanluacha do réadmhaoin, gléasra agus trealamh a bhí á gcoinneáil faoi léasanna airgeadais agus €7,177,000 (2018: €11,024,000). Tá tuilleadh eolais i nóta 27.

#### Caillteanas bearnúcháin
In 2018, mar gheall ar an meath leanúnach a bhí ag teacht ar líon na míreanna traidisiúnta postais, rinne an Grúpa measúnú ar an trealamh sórtála postais ó thaobh bearnúcháin de, agus aithníodh caillteanas bearnúcháin €2,726,000 i ndáil le trealamh uathoibrithe áirithe. Áirítear an caillteanas bearnúcháin taobh istigh de chostais oibriúcháin sa ráiteas ioncaim. I dtuairim na stiúrthóirí, ní raibh aon bhearnúchán ann in 2019.

#### Morgáiste agus muirear
Faoi théarmaí an phlean chun ceanglais an Íoschaighdeáin Maoinithe a chomhlíonadh cuireadh morgáiste agus muirear a bhaineann le sócmhainní réadmhaoine áirithe de chuid na Cuideachta dar luach €72.5 milliún in áit i bhfabhar Scéim Pinsin An Post ("an Scéim") le húsáid mar shócmhainn theagmhasach na Scéime. Tá sonraí breise leagtha amach i nóta 24.

## 14. Infheistíochtaí

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Infheistíocht in Premier Lotteries Ireland (féach A thíos) | 36,874 | 34,481 | 36,874 | 34,481 |
| Scaireanna i ngnóthais fochuideachtaí (féach nóta 26) | - | - | 8,969 | 9,219 |
| Infheistíocht i gcomhfhiontar (féach B thall) | - | - | - | - |
| Infheistíochtaí eile (féach C thall) | - | - | - | - |
| | 36,874 | 34,481 | 45,843 | 43,700 |

Rinneadh luacháil chóir ar na hinfheistíochtaí eile ag €410k amhail an 31 Nollaig 2018 ach is cuid iad den ghrúpa diúscairtí a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola, féach nóta 18. Eascraíonn an méadú ar luach na scaireanna a shealbhaítear i ngnóthais fochuideachta as ranníocaíocht chaipitil do Precision Marketing Information Limited.

### A. Infheistíocht in Premier Lotteries Ireland (PLI) ar lean

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| **An Grúpa agus an Chuideachta** | | |
| **Is éard atá san infheistíocht in PLI:** | | |
| Infheistíocht i scaireanna cothromais | 350 | 350 |
| **Iasachtaí agus suimeanna infhaighte** | | |
| Iasachtaí scairshealbhóirí | 28,115 | 25,722 |
| Infheistíocht i scaireanna tosaíochta | 8,409 | 8,409 |
| | 36,874 | 34,481 |

In 2014, rinne An Post infheistíocht €25m in PLI de bhun infheistíocht chothromais, iasachtaí scairshealbhóirí agus scaireanna tosaíochta.

**Infheistíocht i scaireanna cothromais**

Tá 10.7% de chothromas an aonáin ag An Post, tá dhá cheann as ocht gcinn de na poist ar an mBord aige agus tá cearta áirithe conartha aige. Is é Ontario Teachers' Pension Plan an scairshealbhóir tromlaigh agus tá 78.6% den chothromas aige. Is oibreoir crannchuir ag a bhfuil taithí é an scairshealbhóir seo. In PLI, is é an príomh-scairshealbhóir is mó a imríonn tionchar ar na beartais oibriúcháin agus airgeadais.

**Scaireanna tosaíochta**

Tugann na scaireanna tosaíochta teidlíocht don Chuideachta i leith díbhinn tosaíochta bhliantúil ar feadh tréimhse 20 bliain ó 2014 go dtí 2034

**Iasachtaí scairshealbhóirí**

Tá an iasacht scairshealbhóra in-aisíoctha sa tréimhse go dtí 2034 le ráta úis 9% in aghaidh na bliana. Tá méadú tagtha ar luach na n-iasachtaí infhaighte de bharr ús fabhraithe.

**IFRS 9 - Ionstraimí Airgeadais**

Chinn na stiúrthóirí, tar éis dóibh cearta An Post a bhreithniú agus cineál rannpháirtíochta An Post in PLI, ach ar céadchuireadh IFRS 9 i ngníomh, go n-athraíonn an chuntasaíocht chuí don infheistíocht seo bunaithe ar gach gné ar leith den infheistíocht, mar a leagtar amach thuas.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 14. Infheistíochtaí ar lean

#### A. Infheistíocht in Premier Lotteries Ireland (PLI) ar lean

Déantar an infheistíocht i scaireanna cothromais a thomhas ag luach cóir tríd an gcuntas brabúis agus caillteanais. Measann na stiúrthóirí gurb ionann go hábhartha luach cóir na n-infheistíochtaí seo agus na suimeanna glanluacha amhail an 31 Nollaig 2019 agus dá thoradh sin ní dhéantar aon choigeartú luacha chóir a thaifeadadh in 2019.

Déantar an infheistíocht i bhfoirm iasachtaí scairshealbhóirí agus scaireanna tosaíochta a thomhas ag costas amúchta. Tar éis samhail caillteanais creidmheasa ionchais 12 mhí a chur i bhfeidhm ar an iasacht seo, tá na stiúrthóirí sásta nach raibh méid an chaillteanais creidmheasa ionchais don bhliain reatha agus don bhliain roimhe sin ábhartha ó thaobh ráitis airgeadais an Ghrúpa de.

#### B. Infheistíocht i gcomhfhiontar

I rith na bliana, b'ionann sciar an Ghrúpa de bhrabús a chomhfhiontair agus €Nialas (2018: €Nialas).

Tugtar achoimre sa tábla seo a leanas ar fhaisnéis airgeadais The Prize Bond Company DAC mar a áirítear í ina ráitis airgeadais féin.

| | 2019<br>€'000 | 2018<br>€'000 |
|---|---|---|
| Sócmhainní reatha | 19,471 | 20,508 |
| Dliteanais reatha | (19,471) | (20,508) |
| **Glansócmhainní (100%)** | - | - |
| **Sciar an Ghrúpa de ghlansócmhainní (50%)** | - | - |
| Ioncam | 10,530 | 10,898 |
| Brabús ó oibríochtaí leanúnacha | - | - |
| Ioncam cuimsitheach iomlán (100%) | - | - |
| **Sciar an ghrúpa den ioncam cuimsitheach iomlán (50%)** | - | - |

#### C. Infheistíochtaí eile

| | 2019<br>€'000 | 2018<br>€'000 |
|---|---|---|
| Luach cóir ag tús na bliana | - | 167 |
| Athrú glan ar luach cóir - arna aithint trí Bhrabús nó Caillteanas | - | 243 |
| Luach cóir ag deireadh na bliana | - | 410 |
| Athaicmithe ina sócmhainní atá ar coinneáil chun díola (nóta 18) | - | (410) |
| | - | - |

Bhí infheistíocht ag GVS Prepaid Limited in VISA Inc. Rinneadh luacháil chóir ar an infheistíocht seo an 31 Nollaig 2018. Diúscraíodh grúpa cuideachtaí GVS an 31 Eanáir 2019 agus, dá thoradh sin, tá an infheistíocht eile seo diúscartha.

## 15. Suimeanna Infhaighte Trádála agus Eile

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| **Sócmhainní reatha** | | | | |
| Suimeanna infhaighte trádála | 99,902 | 97,139 | 67,724 | 67,167 |
| Suimeanna dlite ag gnóthais fochuideachta | - | - | 20,221 | 20,855 |
| Suimeanna dlite ag comhfhiontar (nóta 29) | 286 | 254 | 286 | 254 |
| Féichiúnaithe eile | 10,618 | 417 | 10,613 | 411 |
| Duaisbhannaí ar láimh | 812 | 812 | 625 | 625 |
| Réamhíocaíochtaí | 13,485 | 6,702 | 11,014 | 4,627 |
| | 125,103 | 105,324 | 110,483 | 93,939 |
| **Sócmhainní neamhreatha** | | | | |
| Suimeanna dlite ag gnóthais fochuideachta | - | - | 6,421 | 6,419 |
| Sócmhainn cánach iarchurtha | 2,356 | 1,793 | 2,212 | 1,613 |
| | 2,356 | 1,793 | 8,633 | 8,032 |
| | 127,459 | 107,117 | 119,116 | 101,971 |

Tomhaistear infháltais trádála agus eile ag costas amúchta (lúide aon liúntas caillteanais) óir is é samhail ghnó an Ghrúpa sreafaí airgid conartha a "shealbhú chun bailithe". Cuireann an Grúpa an cur chuige simplithe i bhfeidhm maidir le caillteanais ionchais chreidmheasa (ECL) a cheadaíonn IFRS9 Ionstraimí Airgeadais, a éilíonn go ndéanfaí caillteanais saoil ionchais a aithint as céad-aithint na n-infháltas.

Is ionann luach iompartha infháltas trádála agus eile agus a luach cóir. Ní ghabhann ús le hinfháltais trádála.

Tá suimeanna dlite ag gnóthais an Ghrúpa saor ar ús, gan urrús agus iníoctha ach é a éileamh.

## 16. Fardail

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Earraí críochnaithe | 2,611 | 2,878 | - | - |
| | 2,611 | 2,878 | - | - |

Déantar an fardal a thaifeadadh ag luach costais nó ag glanluach inréadaithe, cibé acu is ísle, de réir IAS 2 agus baineann sé go príomha le luach breisiúchán guthán soghluaiste atá i seilbh Postpoint Services Limited.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 17. Airgead sa Bhanc agus ar Láimh

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Airgead sa bhanc | 316,489 | 335,068 | 300,137 | 321,111 |
| Airgead ar láimh | 193,366 | 177,473 | 193,366 | 177,473 |
| | 509,855 | 512,541 | 493,503 | 498,584 |

#### Anailís ar airgead tirim agus ar choibhéisí airgid thirim

| Grúpa | Ag tús na bliana €'000 | Sreabhadh airgid €'000 | Ag deireadh na bliana €'000 |
|---|---|---|---|
| Airgead sa bhanc agus ar láimh | 512,541 | (2,686) | 509,855 |

Amhail an 31 Nollaig 2018, bhí airgead tirim srianta €180,791,000 ag an nGrúpa freisin. Rinneadh an t-airgead a bhí ar coinneáil a dheighilt i gcuntas bainc cistí cliaint ar leith agus bhain na méideanna leis na hiarmhéideanna neamhfhuascailte ar chártaí One4all a d'eisigh Grúpa an Gift Voucher Shop. Rinneadh an t-iarmhéid seo a athaicmiú mar chuid de na sócmhainní atá aicmithe ina sócmhainní atá ar coinneáil chun díola amhail an 31 Nollaig 2018, féach nóta 18. Tugadh an próiseas díolachán i ndáil le Grúpa an Gift Voucher Shop chun críche i mí Eanáir 2019.

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Suimeanna in iontaobhas | 366,770 | 403,045 | 366,770 | 403,045 |

Áiríodh leis na dliteanais reatha amhail an 31 Nollaig 2019 suimeanna in iontaobhas de €366,770,000 (2018: €403,045,000). Baineann tromlach na suimeanna a choinnítear in iontaobhas le cistí a choinnítear thar ceann chliaint na Cuideachta, an Roinn Gnóthaí Fostaíochta agus Coimirce Sóisialaí ina measc. Feidhmíonn an Chuideachta freisin, ar bhonn gníomhaireachta agus ar luach saothair comhaontaithe, Banc Taisce Oifig an Phoist agus seirbhísí eile coigiltis do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, a ghníomhaíonn thar ceann an Aire Airgeadais. Tarchuirtear na cistí go rialta chuig Gníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta. Dílsítear sócmhainní agus dliteanais seirbhísí coigiltis dá leithéid don Aire Airgeadais agus dá réir sin ní áirítear iad sna ráitis airgeadais seo.

Amhail an 31 Nollaig 2018, bhí dliteanas €180,791,000 ag an nGrúpa freisin i ndáil le hairgead tirim ar coinneáil - cártaí réamhíoctha neamhfhuascailte. Rinneadh an t-iarmhéid seo, a bhaineann le gníomhaíocht Ghrúpa an Gift Voucher Shop, a athaicmiú mar chuid de na sócmhainní atá aicmithe ina sócmhainní atá ar coinneáil chun díola amhail an 31 Nollaig 2018, féach nóta 18. Tugadh an próiseas díolachán i ndáil le Grúpa an Gift Voucher Shop chun críche i mí Eanáir 2019.

## 18. Grúpa Diúscairtí a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola

I gcaitheamh 2018, de réir an Phlean Straitéisigh, chuir an Grúpa tús le próiseas chun fochuideachtaí áirithe nach fochuideachtaí croíláir iad a dhiúscairt. Amhail an 31 Nollaig 2018 bhí an próiseas díolacháin i ndáil le dhá fhochuideachta, eadhon TSC Ventures DAC (The Gift Voucher Shop Group) agus Precision Marketing Information Limited ag ardchéim.

Shásaigh na sócmhainní agus na dliteanais a bhaineann leis na hidirbhearta na critéir "ar coinneáil chun díola" a leagtar amach in IFRS 5 Sócmhainní Neamh-Reatha atá ar coinneáil chun Díola agus Oibríochtaí Scortha agus rinneadh iad a athaicmiú dá réir sin ina sócmhainní nó ina ndliteanais a bhí ar coinneáil chun díola amhail an 31 Nollaig 2018. Níor measadh gur mór-líne ghnó ar leithligh iad an dá shócmhainn atá ar coinnithe chun a díola agus dá bhrí sin ní mheastar ina n-oibríochtaí scortha iad de réir shainmhíniú IFRS 5.

### Sócmhainní agus dliteanais an ghrúpa diúscairtí a bhí ar coinneáil chun díola amhail an 31 Nollaig 2018

Bhí na sócmhainní agus na dliteanais seo a leanas sa ghrúpa diúscartha ag an dáta sin.

| | €'000 |
|---|---:|
| Réadmhaoin, gléasra agus trealamh | 1,088 |
| Infheistíochtaí eile | 410 |
| Cáilmheas | 5,732 |
| Sócmhainn cánach iarchurtha | 298 |
| Suimeanna infhaighte trádála agus eile | 11,945 |
| Fardail | 400 |
| Airgead sa bhanc agus ar láimh | 5,585 |
| Airgead srianta | 180,791 |
| **Sócmhainní a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola** | 206,249 |

| | €'000 |
|---|---:|
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 8,875 |
| Dliteanas maidir le hairgead coinnithe - cártaí réamhíoctha nár úsáideadh | 180,791 |
| Dliteanas cánach iarchurtha | 135 |
| **Dliteanais a bhaineann le sócmhainní a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola** | 189,801 |

Ar an 31 Eanáir 2019, díoladh scairsheilbh iomlán TSC Ventures DAC (cuideachta shealbhaíochta na scaireanna sa ghrúpa cuideachtaí One4all Gift Voucher) le Blackhawk Network, eagraíocht teicneolaíochta airgeadais dhomhanda. B'ionann luach an idirbhirt agus €105m agus bhí 53.6% de na scaireanna in TSC Ventures DAC ag An Post roimhe seo. Áirítear ar na fáltais díolachán a aithníodh in 2019 dhá mhéid a bhí á gcoinneáil in eascró ag am an idirbhirt ar luach €10.187m. Tá na méideanna sin san áireamh i bhFéichiúnaithe Eile amhail an 31 Nollaig 2019 agus fuarthas iad in am, in Eanáir 2020 agus i Márta 2020. Is féidir go bhfaighidh An Post comaoin theagmhasach €5.6m i ndáil leis an díolachán in 2021. Tá sé sin á chonneáil i gcuntas eascró speisialta faoi láthair agus ní cuid de na fáltais ó dhíolacháin a aithníodh in 2019 é. Tugadh díol Precision Marketing Information Limited, fochuideachta sách beag, a chuir sonraí margaíochta, seirbhísí bunachar sonraí agus eolairí gnó ar fáil chun críche i mí Márta 2019.

Ba é an brabús ar dhiúscairt na bhfochuideachtaí ná €40.038m, mar a leagtar amach i nóta 5.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 19. Suimeanna Iníoctha Trádála agus Eile

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Creidiúnaithe trádála | 49,394 | 46,364 | 30,139 | 24,492 |
| Suimeanna dlite le gnóthais fochuideachta | - | - | 27,428 | 36,216 |
| Creidiúnaithe eile | 12,486 | 12,267 | 12,034 | 11,838 |
| Cánachas agus leas sóisialta (nóta 21) | 19,231 | 17,587 | 17,730 | 16,605 |
| Fabhruithe | 64,747 | 76,120 | 57,870 | 66,610 |
| Deontais chaipitil (nóta 22) | 449 | 449 | 102 | 102 |
| Ioncam iarchurtha - coimisiún gníomhaireachta | 6,575 | 6,736 | - | - |
| Ioncam iarchurtha - stampaí díolta nár úsáideadh / méadair frainceála | 14,853 | 16,844 | 13,669 | 15,549 |
| | 167,735 | 176,367 | 158,972 | 171,412 |

Tá suimeanna dlite le gnóthais an Ghrúpa saor ar ús, gan urrús agus iníoctha ach é a éileamh. Tá ioncam iarchurtha i ndáil le stampaí nár úsáideadh agus creidmheas ar mheaisíní frainceála bunaithe ar roinnt modhanna meastacháin agus samplála a ndéanann lucht bainistíochta athbhreithniú orthu chun breithiúnas a dhéanamh ar shuim iompartha an ioncaim iarchurtha. Déantar ioncam a iarchur amhail dáta an chláir chomhardaithe toisc nár comhlíonadh oibleagáidí feidhmíochta áirithe fós. Measann na stiúrthóirí go bhfuil suim iompartha na n-infháltas trádála neas-chomhionann lena luach cóir.

### 20. Léasanna agus Iasachtaí

**Dlite laistigh de bhliain amháin**

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Léas airgeadais | 3,025 | 11,593 | 2,792 | 11,583 |
| Dliteanas léasa sócmhainne um cheart úsáide | 17,054 | - | 15,920 | - |
| Iasacht ó Bhanc Infheistíochta na hEorpa | 1,000 | - | 1,000 | - |
| | 21,079 | 11,593 | 19,712 | 11,583 |

**Dlite tar éis bliain amháin**

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Léas airgeadais | 618 | 3,289 | 487 | 3,265 |
| Dliteanas léasa sócmhainne um cheart úsáide | 78,415 | - | 55,269 | - |
| Iasacht ó Bhanc Infheistíochta na hEorpa | 9,000 | - | 9,000 | - |
| Iasacht ón Rialtas | 30,000 | 30,000 | 30,000 | 30,000 |
| | 118,033 | 33,289 | 94,756 | 33,265 |

I mí na Nollag 2017, ag féachaint do na seirbhísí ar mhaithe leis an ngeilleagar i gcoitinne a sholáthraíonn sé, fuair An Post iasacht €30m ón Roinn Airgeadais le cabhrú le hathstruchtúrú na Cuideachta. Gabhann téarma 5 bliana leis an iasacht agus d'fhéadfadh síneadh bliantúil a chur leis faoi dhó. Meallann sé ráta úis 1% agus cuireadh ar fáil é chun an Plean Straitéiseach a chur i gcrích. Fuarthas an iasacht ón Banc Eorpach Infheistíochta i mí na Nollag 2019 agus tá sí le haisíoc ina tráthchodanna ráithiúla thar théarma 10 mbliana.

## 21. Cánachas agus Leas Sóisialta

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Cáin chorparáide (infhaighte) / iníoctha | (263) | 1,128 | (251) | 746 |
| Cáin iarchurtha | 2,439 | 1,613 | 2,212 | 1,613 |
| Cáin ioncaim bainte faoi ÍMAT | 6,683 | 6,502 | 6,065 | 5,839 |
| Árachas sóisialach pá-choibhneasa | 5,876 | 5,514 | 5,678 | 5,400 |
| Cáin bhreisluacha | 3,346 | 2,280 | 2,894 | 2,459 |
| Cáin shiarchoinneálach do sheirbhísí gairmiúla | 1,150 | 550 | 1,132 | 548 |
| | 19,231 | 17,587 | 17,730 | 16,605 |

## 22. Deontais Chaipitil

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Ag tús na bliana | 8,896 | 9,345 | 2,850 | 2,952 |
| Deontais a fuarthas i gcaitheamh na bliana | - | - | - | - |
| Amúchta chuig an ráiteas ioncaim | (449) | (449) | (102) | (102) |
| | 8,447 | 8,896 | 2,748 | 2,850 |
| Ag deireadh na bliana | (449) | (449) | (102) | (102) |
| Aistrithe chuig dliteanais reatha | 7,998 | 8,447 | 2,646 | 2,748 |

Fuarthas na deontais a thaispeántar ar chlár comhardaithe na Cuideachta sna 1990idí chun cabhrú le forbairt saoráidí poist ag suíomhanna éagsúla ar fud na tíre. Tá siad amúchta go dtí an cuntas brabúis agus caillteanais ar aon dul le táillí dímheasa le haghaidh na bhfoirgneamh céanna. Ina theannta sin, fuair an Grúpa tacaíocht ón Rialtas chun Iarsmalann Ard-Oifig an Phoist: Finné na Staire a fhorbairt in 2016 agus tá an deontas sin amúchta freisin ar bhonn atá ag teacht le dímheas na sócmhainní lenar bhain an deontas.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 23. Soláthairtí

#### An Grúpa agus an Chuideachta

Ba mar seo a leanas a bhí na gluaiseachtaí i rith na bliana:

| | Soláthar d'athstruchtúrú gnó 2019 €'000 | Soláthar d'éilimh árachais 2019 €'000 | Iomlán 2019 €'000 | Soláthar d'athstruchtúrú gnó 2018 €'000 | Soláthar d'éilimh árachais 2018 €'000 | Iomlán 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|---|---|
| Ag tús na bliana | 14,330 | 12,448 | 26,778 | 23,180 | 12,422 | 35,602 |
| Provisions made during the year | 5,500 | 2,500 | 8,000 | - | 2,500 | 2,500 |
| Úsáidte i rith na bliana | (8,981) | (1,764) | (10,745) | (8,850) | (2,474) | (11,324) |
| Ag deireadh na bliana | 10,849 | 13,184 | 24,033 | 14,330 | 12,448 | 26,778 |
| Reatha | 10,849 | 1,688 | 12,537 | 14,330 | 2,075 | 16,405 |
| Neamhreatha | - | 11,496 | 11,496 | - | 10,373 | 10,373 |
| | 10,849 | 13,184 | 24,033 | 14,330 | 12,448 | 26,778 |

Bhain an soláthar d'athstruchtúrú gnó amhail an 31 Nollaig 2018 leis an gclár um athrú sa ghnó agus le dúnadh ionaid próiseála poist. I gcaitheamh 2019, aithníodh soláthar breise €5,500,000 i leith dhúnadh Ionad Poist Chorcaí. Baineann an soláthar d'athstruchtúrú gnó amhail an 31 Nollaig 2019 le dúnadh shaoráid Chorcaí mar ionaid próiseála poist, agus leis sin amháin. Dúnadh oibríocht próiseála poist na saoráide seo an 23 Márta 2020, agus tá an Grúpa ag súil leis an dliteanas seo a ghlanadh i gcaitheamh 2020.

Baineann an soláthar d'éilimh árachais le héilimh faoi pholasaí féinárachais an Ghrúpa. Cinntear an soláthar nuair a chuirtear measúnú de réir cáis i gcrích. Tá an Grúpa ag súil le tromlach an dliteanais árachais a réiteach as seo go ceann sé bliana.

### 24. Pinsin

#### An Grúpa agus an Chuideachta

Tagann teidlíochtaí pinsin fostaithe chun cinn faoi roinnt scéimeanna pinsin le sochar sainithe agus le ranníocaíocht shainithe, a mbíonn a sócmhainní dílsithe in iontaobhaithe neamhspleácha a cheapann an Chuideachta do shochar na bhfostaithe agus a gcleithiúnaithe agus dó sin amháin. Bíonn ranníocaíochtaí bliantúla bunaithe ar chomhairle achtúire cháilithe ghairmiúil. Ní raibh aon ranníocaíochtaí dlite do na Scéimeanna Pinsin amhail an 31 Nollaig 2019 (2018: €nialas). Meastar go mbeidh ranníocaíochtaí fostóra in 2020 cothrom le €44m.

Meastar costais phinsin na scéimeanna le sochar sainithe de réir na comhairle a thugann achtúire cáilithe gairmiúil atá neamhspleách. Rinneadh na luachálacha achtúire is deireanaí, a chuir na hathruithe ar an ngnáthaois scoir san áireamh, ar an 1 Eanáir 2019, ag úsáid mhodh na n-aonad réamh-mheasta creidmheasa, agus ar an dáta sin ba leor iad le 98% de na dliteanais fhabhraithe a chlúdach. Ba é an príomhbhonn tuisceana achtúireach go mbeadh an ráta toraidh bliantúil ar infheistíochtaí, san fhadtéarma, níos mó ná méaduithe tuarastail agus pinsin de 0.65% ar meán in aghaidh na bliana. Mhol luacháil achtúireach an 1 Eanáir 2019 ráta ranníocaíochta arb ionann é agus 14.4% de luach saothair inphinsin, ar aon dul leis an moladh atá i bhfeidhm faoi láthair ó thaobh maoiniú de. Níl na luachálacha achtúireacha ar fáil le haghaidh iniúchadh poiblí ach cuireadh torthaí na luachálacha in iúl do chomhaltaí na scéimeanna. Tabharfar an chéad luacháil achtúireach eile chun críche laistigh den bhliain lena ngabhann dáta amhail an 1 Eanáir 2022.

## **24. Pinsin** ar lean

Oibríonn an Chuideachta Scéim Íocaíochtaí um Fhoirceannadh Speisialta do Mháistrí Poist. Soláthraíonn sé seo aisce aon uaire do Mháistrí Poist (de rogha na Cuideachta), i gcás go gcríochnaíonn a gconradh ag aois ar bith, nó, i rith a gconartha, go bhfaigheann siad bás agus go bhfuil gaol nó gaolta cleithiúnacha fágtha ina ndiaidh. Is ionann méid na haisce agus luach saothair seachtaine amháin do gach bliain seirbhíse go dtí 15 bliana, agus luach saothair dhá sheachtain do gach bliain seirbhíse ina dhiaidh sin. Is é an chaidhp fhoriomlán ar an aisce ná 1.5 oiread an luacha saothair. B'ionann an oibleagáid a aithnítear don Scéim seo amhail an 31 Nollaig 2019, atá sa tábla thall, agus €12.8m (2018: €14.7m).

### Maoiniú

Tá na Scéimeanna faoi réir luacháil bhliantúil faoi Chaighdeán Íosta Cistiúcháin an Údaráis Pinsean (MFS). Is éard atá i luacháil MFS ná seiceáil go bhfuil dóthain airgid ag scéim chun íosleibhéal sochar a sholáthar i gcás go ndéantar an scéim a fhoirceannadh. Ina theannta sin, tá sé d'oibleagáid ar na Scéimeanna acmhainní breise leordhóthanacha a bheith acu chun an cúlchiste caighdeánach maoinithe a shásamh mar a fhoráiltear in alt 44(2) den Acht.

Amhail an 1 Eanáir 2013 níor chloí na Scéimeanna leis an Íoschaighdeán Maoinithe, le heasnamh €311m. Dá bhrí sin comhaontaíodh togra maoinithe don Íoschaighdeán Maoinithe idir an Chuideachta, na hIontaobhaithe agus an Fhoireann. D'fhaomh an tÚdarás Pinsean é sin i mí na Bealtaine 2014. Cuireadh leasú ar na Scéimeanna faoi bhráid na Roinne Caiteachais Phoiblí agus Athchóirithe agus na Roinne Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha, agus faomhadh é i mí Eanáir 2015.

Áiríodh ar na leasuithe coigeartú ar an ngnáthaois scoir le haghaidh comhaltaí áirithe agus ar shainmhíniú an phá inphinsin. De bharr na n-athruithe ar na Scéimeanna a comhaontaíodh tá staid maoinithe na Scéimeanna faoin Íoschaighdeán Maoinithe feabhsaithe. Tá an togra maoinithe ag feidhmiú de réir sceidil faoi láthair chun cloí le hÍoschaighdeán Maoinithe an Údaráis Pinsean (lena n-áirítear an cúlchiste caighdeánach maoinithe) faoin 31 Nollaig 2023. Amhail an 31 Nollaig 2019, ríomh staid mheasta MFS barrachas €307m (lena n-áirítear an cúlchiste caighdeánach maoinithe). Tá an Scéim an-íogair i leith gluaiseachtaí i gcothromas agus i margaí bannaí agus is féidir le gluaiseacht dhíobhálach measartha beag athrú ábhartha a dhéanamh ar an staid mhaoiniúcháin. Mar chuid den Togra Maoinithe gheall an Chuideachta sócmhainn theagmhasach ar punann réadmhaoine atá faoina úinéireacht í agus shínigh sí réiteach ag sannadh na réadmhaoine sin, le faomhadh na Ranna ábhartha i mí Feabhra 2015, ag deimhniú an chomhaontaithe maoinithe idir na páirtithe agus na hIontaobhaithe.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 24. Pinsin ar lean

#### Gluaiseacht sa ghlandliteanas sochair shainithe

Léirítear sa tábla seo a leanas réiteach ó na hiarmhéideanna tosaigh go dtí na hiarmhéideanna deiridh do ghlandliteanas i dtaca le sochar sainithe agus a chomhpháirteanna.

| | Luach cóir shócmhainní an phlean | | Oibleagáid sochair shainithe | | Glandliteanas sochair shainithe | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
| **Iarmhéid amhail an 1 Eanáir** | 3,063,512 | 3,115,726 | (3,111,392) | (3,170,792) | (47,880) | (55,066) |
| **San áireamh sa bhrabús nó sa chaillteanas** | | | | | | |
| Costas seirbhíse reatha | - | - | (40,500) | (46,600) | (40,500) | (46,600) |
| (Costas) / ioncam úis | 63,900 | 61,900 | (64,400) | (62,400) | (500) | (500) |
| | 63,900 | 61,900 | (104,900) | (109,000) | (41,000) | (47,100) |
| **San áireamh in ioncam cuimsitheach eile** | | | | | | |
| Caillteanas (gnóthachan) atomhas | | | | | | |
| - Caillteanas (gnóthachan) achtúireach ag eascairt as: Boinn tuisceana dhéimeagrafacha | | | | | | |
| Toimhdí déimeagrafacha | - | - | - | - | - | - |
| Toimhdí airgeadais | - | - | (422,600) | 49,700 | (422,600) | 49,700 |
| Boinn tuisceana airgeadais Coigeartú ar thaithí | - | - | (16,334) | 31,736 | (16,334) | 31,736 |
| Toradh ar shócmhainní an phlean | 451,862 | (74,692) | - | - | 451,862 | (74,692) |
| | 451,862 | (74,692) | (438,934) | 81,436 | 12,928 | 6,744 |
| **Eile** | | | | | | |
| Ranníocaíochtaí a d'íoc an fostóir | 44,772 | 44,986 | - | - | 44,772 | 44,986 |
| Costais riaracháin ó phlean | (1,000) | (1,000) | 1,000 | 1,000 | - | - |
| Ranníocaíochtaí na gcomhaltaí | 4,273 | 4,097 | (4,273) | (4,097) | - | - |
| Sochair íoctha - scéim neamh-mhaoinithe | - | - | 2,952 | 2,556 | 2,952 | 2,556 |
| Sochair íoctha - scéim mhaoinithe | (89,707) | (87,505) | 89,707 | 87,505 | - | - |
| | (41,662) | (39,422) | 89,386 | 86,964 | 47,724 | 47,542 |
| **Iarmhéid amhail an 31 Nollaig** | 3,537,612 | 3,063,512 | (3,565,840) | (3,111,392) | (28,228) | (47,880) |

#### Sócmhainní an phlean

Cuimsíonn sócmhainní an phlean iad seo a leanas:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Cothromais: Margaí forbartha domhanda | 924,175 | 673,188 |
| Cothromais: Margaí éiritheacha | 140,325 | 109,417 |
| Cothromais: Iomlán | 1,064,500 | 782,605 |
| Bannaí: Euro | 1,852,900 | 1,485,960 |
| Eile: áirítear réadmhaoin, cothromas príobháideach agus bonneagar | 620,212 | 794,947 |
| Luach cóir shócmhainní na scéimeanna pinsin | 3,537,612 | 3,063,512 |

Faoin nGníomhas Iontaobhais, tá an chumhacht iomlán ag na hIontaobhaithe chun beartas infheistíochta a chinneadh agus chun na cistí atá ar fáil dóibh a riaradh. Leithdháiltear an t-airgead le hinfheistiú ar bhainisteoirí infheistíochta éagsúla agus infheistíonn siad ar fad de réir treoirlínte a leagtar amach i gComhaontú Bainistíochta Infheistíochta a d'fhaomh na hIontaobhaithe. Cuireann na bainisteoirí infheistíochta tuarascálacha mionsonraithe ar fáil do na hIontaobhaithe agus déanann na hIontaobhaithe monatóireacht ar fheidhmíocht infheistíochta go rialta. Tá tromlach shócmhainní na Scéimeanna infheistithe i gcothromais agus i mbannaí. Tá an chuid eile de na sócmhainní infheistithe in aicmí sócmhainní malartacha, réadmhaoin san áireamh.

Bainistíonn cúigear bainisteoirí infheistíochta na príomh-shainorduithe seo a leanas, a chuimsíonn 80% de shócmhainní na Scéimeanna le chéile:

- Sainordú cothromais forbartha domhanda éighníomhach - SSGA
- Sainordú úis sheasta gníomhach - PIMCO
- Sainordú úis sheasta éighníomhach - SSGA
- Sainordú cothromais domhanda éighníomhach caidhpe bige - Bainisteoirí Infheistíochta Irish Life
- Sainordú cothromais gníomhach um margaí atá ag teacht chun cinn - JP Morgan agus
- Sainordú cothromais gníomhach um margaí atá ag teacht chun cinn - Heptagon

Ina theannta sin, tá infheistíochtaí réadmhaoine ag na hIontaobhaithe le SSGA, IPUT plc, Fidelity International agus Patrizia. Leanann na hIontaobhaithe ar aghaidh ag infheistiú in infheistíochtaí malartacha éagsúla - i roinnt cásanna tarraingíonn an bainisteoir suim na hinfheistíochta anuas tharr thréimhse ama seachas mar infheistíocht láithreach. Áirítear leis na hinfheistíochtaí sin bonneagar, foraoiseacht, iasachtú díreach, cothromas príobháideach agus caipiteal fiontair. Tá infheistíocht ag na hIontaobhaithe freisin in Premier Lotteries Ireland Limited, an chuideachta a reáchtálann an Crannchur Náisiúnta.

## Oibleagáid sochair shainithe

### i. Boinn tuisceana achtúireacha

Ba iad seo a leanas na príomhbhoinn tuisceana achtúireacha ar an dáta tuairiscithe:

| | 2019 | 2018 |
|---|---|---|
| | Aonad réamh-mheasta | Aonad réamh-mheasta |
| Modh luachála | 1.35% | 2.10% |
| Boilsciú - praghasinnéacs tomhaltóirí | 1.60% | 1.75% |
| Boilsciú ar phá inphinsin | 1.50% | 1.50% |
| Ardú ar phinsin in íocaíocht | 1.50% | 1.50% |
| Arduithe ar thuarastail inphinsin | 1.50% | 1.50% |

Tá na boinn tuisceana maidir le fad saoil na ndliteanas pinsin ar an dáta tuairiscithe bunaithe ar tháblaí caighdeánacha mortlaíochta achtúireacha agus cuirtear feabhsú fad saoil sa todhchaí san áireamh.

Tá na boinn tuisceana bunaithe ar an dóchúlacht go mairfidh duine 65 bliana d'aois go dtí an aois seo a leanas:

| | 2019 Fir | 2019 Mná | 2018 Fir | 2018 Mná |
|---|---|---|---|---|
| Ionchas saoil ag 65 | | | | |
| Pinsinéirí Reatha - 65 bliana d'aois | 86.6 | 88.5 | 86.5 | 88.4 |
| Pinsinéirí sa Todhchaí - 40 bliain d'aois | 88.9 | 90.7 | 88.8 | 90.7 |

Amhail an 31 Nollaig 2019, b'ionann meánfhad ualaithe na hoibleagáide sochair shainithe sa scéim phríomhúil agus 16.6 bliain (2018: 16.1 bliain).

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 24. Pinsin ar lean

#### Oibleagáid sochair shainithe ar lean

**ii. Anailís ar íogaireacht**

Bheadh tionchar ag athruithe féideartha réasúnta ar an dáta tuairiscithe ar cheann de na boinn tuisceana achtúireacha ábhartha, ag coinneáil na mbonn tuisceana eile seasmhach, ar an oibleagáid sochair shainithe de réir na méideanna a thaispeántar thíos.

| | 2019 | | 2018 | |
|---|---|---|---|---|
| | €'m | €'m | €'m | €'m |
| | Méadú | Laghdú | Méadú | Laghdú |
| Ráta lascaine (gluaiseacht 0.25%) | (148.6) | 155.1 | (121.7) | 126.7 |
| Fás ar thuarastal/pinsean sa todhchaí (gluaiseacht 0.25%) | 150.7 | (144.6) | 123.9 | (119.1) |

Dá mbeadh méadú bliana ar an toimhde i dtaca le hionchas saoil, bheadh méadú €122.9m ar easnamh na scéime.

Cé nach bhfuil leithdháileadh iomlán na sreafaí airgid a bhfuiltear ag súil leo faoin bplean san áireamh san anailís, tugtar meastachán ar íogaireacht na mbonn tuisceana a thaispeántar.

#### Sócmhainn Theagmhasach Scéim Pinsin An Post

Faoi théarmaí an phlean chun ceanglais an Íoschaighdeáin Maoinithe a chomhlíonadh cuireadh morgáiste agus muirear a bhaineann le sócmhainní réadmhaoine áirithe de chuid na Cuideachta dar luach €72.5 milliún in áit i bhfabhar Scéim Pinsin An Post ("an Scéim") le húsáid mar shócmhainn theagmhasach na Scéime. Faoi théarmaí an mhorgáiste agus an mhuirir, i gcás go ndéantar diúscairt ar na sócmhainní réadmhaoine sin a chomhlíonann téarmaí an mhorgáiste agus an mhuirir, tá an Scéim i dteideal na bhfáltas díolacháin, nó go gcuirfí sócmhainní eile ar an luach margaidh céanna in áit na sócmhainní díolta. Is é an t-uasmhéid gur féidir le hIontaobhaithe na Scéime a in-aisghabháil faoin morgáiste agus faoin muirear ná €100m.

### 25. Scairchaipiteal agus Cúlchistí

#### An Grúpa agus an Chuideachta

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| **Údaraithe:** | | |
| 80,000,000 Gnáthscaireanna €1.25 an ceann | 100,000 | 100,000 |
| **Leithroinnte, glaoite agus íoctha ina n-iomláine:** | | |
| 54,590,946 Gnáthscair ar €1.25 an ceann | 68,239 | 68,239 |

#### Nádúr agus cuspóir na gcúlchistí

**Cúlchiste comhshóite caipitil**

Ar an 14 Eanáir 2003, rinneadh scaireanna na Cuideachta a athainmniú ó €1.269738 go €1.25 an scair agus aistríodh suim €877,000 chuig cúlchiste comhshóite caipitil.

**Cúlchiste aistrithe airgeadra eachtraigh**

Cuimsítear sa chúlchiste aistrithe na difríochtaí ar fad in airgeadra eachtrach a eascraíonn as ráitis airgeadais oibríochtaí eachtracha a aistriú.

## 26. Fochuideachtaí agus Comhfhiontair

### Foghnóthais atá i seilbh na Cuideachta go díreach[1]

| Ainm | Cineál gnó | Sealúchas mar % | Oifig Chláraithe |
|---|---|---|---|
| Printpost Limited | Clóbhualadh ardmhéide | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| An Post Billpost Processing Service Limited | Próiseáil íocaíochta billí | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| An Post GeoDirectory DAC | Seirbhísí bunachar sonraí | 51% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Arcade Property Company Limited | Forbairt agus ligean maoine | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Prince's Street Property Company Limited | Neamhghníomhach | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Post Consult International Limited | Seirbhísí bogearraí ríomhaire | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Post.Trust Limited | Teastasú digiteach agus Seirbhís Slándála | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Transpost Limited | Cúiréirí agus dáileachán | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Kompass Ireland Publishers Limited | Neamhghníomhach | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| An Post (NI) Limited | Cuideachta Sealbhaíochta | 100% | The Soloist Building<br>1 Lanyon Place<br>Belfast<br>BTI 3LP, NI, United Kingdom |

[1] I ngach cás, is gnáthscaireanna iad na scaireanna atá i seilbh An Post.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 26. Fochuideachtaí agus Comhfhiontair ar lean

**Foghnóthais atá ar coinneáil go hindíreach trí fhoghnóthas**

| Ainm | Cineál gnó | Sealúchas mar % | Oifig Chláraithe |
|---|---|---|---|
| Air Business Limited | Seirbhísí dáilte agus síntiús irise | 100% | The Beacon<br>Mosquito Way<br>Hatfield Herts, AL10 9WN<br>An Ríocht Aontaithe. |
| One Direct (Ireland) Limited ag trádáil mar An Post Insurance | Bróicéir Árachais | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| Jordan & Co International Limited | Dáileadh | 100% | The Beacon,<br>Mosquito Way,<br>Hatfield, Herts, AL10 9WN<br>An Ríocht Aontaithe. |
| Postpoint Services Limited | Breisiú fóin phóca | 100% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| GPO IEC Limited | Lárionad Taispeántais Ard-Oifig an Phoist | 100% | Ard-Oifig an Phoist,<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |

**Joint ventures held directly by the Company**

| Ainm | Cineál gnó | Sealúchas mar % | Oifig Chláraithe |
|---|---|---|---|
| The Prize Bond Company DAC | Riar Scéim na nDuaisbhannaí | 50% | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |

Tá Air Business Limited agus Jordan & Co International Limited corpraithe i Sasana agus sa Bhreatain Bheag agus ag feidhmiú ansin. Tá An Post (NI) Limited corpraithe i dTuaisceart Éireann agus ag feidhmiú ansin. Tá gach gnóthas eile corpraithe i bPoblacht na hÉireann agus ag feidhmiú ansin. Cuimsíonn na scairshealbha ar fad gnáth-scairchaipiteal. Riarann The Prize Bond Company DAC an Scéim Duaisbhannaí faoi chonradh le Gníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta.

Thug an Chuideachta urrús faoi Alt 357 d'Acht na gCuideachtaí, 2014 do na haonáin seo a leanas sa bhliain reatha: Post Consult International Limited; Printpost Limited; Post.Trust Limited; Transpost Limited; Prince's Street Property Company Limited; An Post Billpost Processing Services Limited; Kompass Ireland Publishers Limited; One Direct (Ireland) Limited; GPO IEC Limited agus Postpoint Services Limited.

## 27. Ceangaltais faoi Léasanna

### Léasanna Airgeadais

Bhí íocaíochtaí sa todhchaí faoi léasanna airgeadais ag deireadh na bliana don Ghrúpa agus don Chuideachta mar seo a leanas:

| | Íosíocaíochtaí léasa sa todhchaí | | Ús | | Luach reatha íosíocaíochtaí léasa | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
| **Grúpa** | | | | | | |
| Níos lú ná bliain amháin | 3,062 | 11,732 | 37 | 139 | 3,025 | 11,593 |
| Idir bliain amháin agus cúig bliana | 627 | 3,323 | 9 | 34 | 618 | 3,289 |
| Níos faide ná cúig bliana | - | - | | - | - | - |
| | 3,689 | 15,055 | 46 | 173 | 3,643 | 14,882 |
| **Cuideachta** | | | | | | |
| Níos lú ná bliain amháin | 2,819 | 11,720 | 27 | 137 | 2,792 | 11,583 |
| Idir bliain amháin agus cúig bliana | 490 | 3,295 | 3 | 30 | 487 | 3,265 |
| Níos faide ná cúig bliana | - | - | - | - | - | - |
| | 3,309 | 15,015 | 30 | 167 | 3,279 | 14,848 |

### Dliteanais léasa a bhaineann le sócmhainní um cheart úsáide

Bhí íocaíochtaí sa todhchaí faoi na léasanna ag deireadh na bliana don Ghrúpa agus don Chuideachta mar seo a leanas:

| | Íosíocaíochtaí léasa sa todhchaí | | Ús | | Luach reatha íosíocaíochtaí léasa | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
| **Grúpa** | | | | | | |
| Níos lú ná bliain amháin | 18,620 | - | 1,566 | - | 17,054 | - |
| Idir bliain amháin agus cúig bliana | 48,893 | - | 4,205 | - | 44,688 | - |
| Níos faide ná cúig bliana | 52,573 | - | 18,846 | - | 33,727 | - |
| | 120,086 | - | 24,617 | - | 95,469 | - |
| **Cuideachta** | | | | | | |
| Níos lú ná bliain amháin | 16,910 | - | 990 | - | 15,920 | - |
| Idir bliain amháin agus cúig bliana | 41,694 | - | 2,169 | - | 39,525 | - |
| Níos faide ná cúig bliana | 16,859 | - | 1,115 | - | 15,744 | - |
| | 75,463 | - | 4,274 | - | 71,189 | - |

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 28. Ceangaltais Chaipitil

Bhí caiteachas caipitil don todhchaí a d'fhaomh na stiúrthóirí ach nár foráladh dó sna ráitis airgeadais mar seo a leanas:

| | Grúpa 2019 €'000 | Grúpa 2018 €'000 | Cuideachta 2019 €'000 | Cuideachta 2018 €'000 |
|---|---|---|---|---|
| Ar conradh | 16,912 | 18,809 | 16,184 | 18,095 |
| Údaraithe ach gan a bheith ar conradh | 1,729 | 318 | 1,729 | 318 |
| | 18,641 | 19,127 | 17,913 | 18,413 |

### 29. Páirtithe Gaolmhara

#### Páirtí rialaithe

Rinne an tAire Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil rialú ar an nGrúpa i rith na bliana ar fad. Is ag an Aire atá scairchaipiteal eisithe iomlán An Post seachas gnáthscair amháin atá ag an Aire Airgeadais (a aistríodh chuig an Aire Caiteachais Phoiblí agus Athchóirithe faoin Acht um Airí agus Rúnaithe, 2011).

#### Idirbhearta eile le páirtithe gaolmhara

**The Prize Bond Company DAC**

Faoi théarmaí an chonartha le The Prize Bond Company DAC, comhlíonann an Chuideachta gnéithe áirithe de riarachán Scéim na nDuaisbhannaí. B'ionann na táillí a thuill an Chuideachta do sheirbhísí den chineál sin don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019 agus €4,120,000, (2018: €4,114,000). Ba é an tsuim a bhí dlite ó The Prize Bond Company DAC don Ghrúpa ná €284,000 an 31 Nollaig 2019; (2018: €257,000). Amhail an 31 Nollaig 2019 bhí €812,000 (2018: €812,000) de Dhuaisbhannaí ag an nGrúpa.

**An Post GeoDirectory DAC**

Tá scairsheilbh 51% ag An Post in An Post GeoDirectory DAC, cuideachta a dhíolann agus a bhainistíonn bunachar sonraí náisiúnta d'fhaisnéis seoltaí agus suíomhanna. Cheannaigh An Post GeoDirectory DAC earraí agus seirbhísí ar luach €1,500,000 don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019 ó An Post (2018: €1,500,000). Cheannaigh An Post earraí agus seirbhísí ar luach €24,000 don bhliain dar críoch an 31 Nollaig 2019 ó An Post GeoDirectory DAC (2018: €20,000). Ba é an tsuim a bhí dlite ó An Post GeoDirectory DAC don Ghrúpa an 31 Nollaig 2019 ná €613,000; (2018: €413,000).

**Grúpa Cuideachtaí GVS**

Ar feadh mhí Eanáir 2019, roimh a dhiúscairt, bhí scairsheilbh 53.6% ag An Post in TSC Ventures DAC, an chuideachta shealbhaíochta do ghrúpa cuideachtaí an Gift Voucher Shop. Bíonn na cuideachtaí seo ag díol cártaí bronntanais miondíola in Éirinn agus sa Ríocht Aontaithe. San am sin thuill An Post coimisiún agus dhíol seirbhísí poist le grúpa cuideachtaí an Gift Voucher Shop dar luach €149,000 (2018: €3,867,000 don bhliain iomlán). Cheannaigh An Post seirbhísí dar luach €8,000 ó ghrúpa cuideachtaí an Gift Voucher Shop i gcaitheamh Eanáir 2019 (2018: €101,000 don bhliain iomlán).

**Idirbhearta le ranna Rialtais agus le comhlachtaí Stáit eile**

Soláthraíonn an Grúpa, i ngnáth-imeacht gnó, seirbhísí postais, gníomhaireachta, íocaíochta agus teachtaire do ranna Rialtais éagsúla agus do chomhlachtaí Stáit eile ar bhonn fadláimhe. Feidhmíonn an Grúpa seirbhísí laethúla baincéireachta agus státchiste le hinstitiúidí baincéireachta atá faoi úinéireacht an Stáit freisin.

I gcaitheamh 2018, fuair An Post deontas €80,000 ón Roinn Cumarsáide, Gníomhaithe ar son na hAeráide agus Comhshaoil le haghaidh na Scéime Píolótaí um Chúnamh Digiteach. Ba é cuspóir an deontais ná táibléad cliste sofheicthe, méarchlár agus printéir a chur ar fáil don phobal i ndeich n-oifig poist i gceantair thuaithe le go mbeadh rochtain acu ar shuíomhanna gréasáin Rialtais agus An Post. Tá an Scéim Phíolótach seo á rith faoi láthair chun éileamh an phobail ar an tseirbhís a mheas. Cuireadh an deontas a fuarthas san áireamh mar ioncam in 2018. Ní bhfuarthas aon íocaíocht den sórt sin in 2019.

**Idirbhearta le príomhphearsanra bainistíochta, a chuimsigh Stiúrthóirí Feidhmiúcháin, Stiúrthóirí Neamhfheidhmiúcháin agus comhaltaí eile de Choiste Bainistíochta Feidhmiúcháin an Ghrúpa agus daoine a bhfuil baint acu leo.**

| | 2019<br>€'000 | 2018<br>€'000 |
|---|---|---|
| Sochair fostaithe ghearrthéarmacha | 2,262 | 2,996 |
| Táillí stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin | 215 | 220 |
| Sochair i ndiaidh fostaíochta | 286 | 480 |
| | 2,763 | 3,696 |

I Meitheamh 2018, ceapadh David McRedmond, POF an Ghrúpa, ina Chathaoirleach Neamhfheidhmiúcháin ar eircom Holdings (Ireland) Limited, cuideachta teileachumarsáide seasta, soghluaiste agus leathanbhanda atá ag feidhmiú in Éirinn, a úsáideann an t-ainm trádála, eir. I gcaitheamh 2019, chuir eir seirbhísí ar fáil don Ghrúpa agus chuir An Post seirbhísí ar fáil do eir i rith gnáthchúrsa gnó. B'ionann na táillí maidir le hearraí agus seirbhísí a sholáthair eir don Ghrúpa go dtí an 31 Nollaig 2019 agus €13,747,000 (2018 ó Mheitheamh amach: €8,341,000). B'ionann an méid nach raibh íoctha go fóill ag an nGrúpa ag deireadh na bliana agus €2,089,000 (2018: €1,205,000). Chuir an Grúpa seirbhísí ar fáil do eir arbh fhiú €3,117,000 iad i gcaitheamh 2019 (2018 ó Mheitheamh amach: €3,117,000) agus ba é an méid nach raibh íoctha ag eir leis an nGrúpa go fóill ag deireadh na bliana ná €2,311,000 (2018: €1,370,000).

## 30. Teagmhais

Ní raibh aon urrúis ná dliteanais theagmhasacha ann amhail an 31 Nollaig 2019 ná 2018 óna bhféadfadh caillteanais ábhartha teacht chun cinn seachas iad sin a nochtar in áit eile i ráitis airgeadais an Ghrúpa agus na Cuideachta.

## 31. Ionstraimí Airgeadais - Luach Cóir agus Bainistíocht Riosca

### Luach cóir

**A. Aicmí cuntasaíochta agus luachanna córas**

Tomhaiseann an Grúpa luachanna córa leis an ordlathas modhanna seo a leanas:

- Leibhéal 1 - Is ionann na hionchuir agus praghsanna margaidh luaite (gan choigeartú) i margaí gníomhacha le haghaidh ionstraimí atá díreach cosúil leo.
- Leibhéal 2 - Ionchuir seachas praghsanna luaite a áirítear i Leibhéal 1 atá inbhraite go díreach (i.e. mar phraghsanna) nó go hindíreach (i.e. díorthaithe ó phraghsanna). Áirítear sa chatagóir seo ionstraimí a luacháiltear ach úsáid a bhaint as: praghsanna margaidh luaite i margaí gníomhacha d'ionstraimí atá cosúil leo; praghsanna luaite ar ionstraimí atá díreach cosúil leo nó cosúil leo i margaí a mheastar a bheith níos lú ná gníomhach; nó teicnící luachála eile ina bhfuil na hionchuir shuntasacha ar fad inbhraite go díreach nó go hindíreach ó shonraí margaidh.
- Leibhéal 3 - Ionchuir atá do-bhraite. Áirítear sa chatagóir seo na hionstraimí ar fad ina n-áirítear sa teicníc luachála ionchuir nach bhfuil bunaithe ar shonraí inbhraite agus bíonn tionchar suntasach ag na hionchuir dho-bhraite ar luacháil na hionstraime. Áirítear sa chatagóir seo ionstraimí a luacháiltear bunaithe ar phraghsanna luaite le haghaidh ionstraimí atá cosúil leo ach a dteastaíonn boinn tuisceana nó coigeartuithe suntasacha do-bhraite uathu chun na difríochtaí idir na hionstraimí a léiriú.

## 31. Ionstraimí Airgeadais - Luach Cóir agus Bainistíocht Riosca

### Luach cóir

Ríomhtar an luach cóir mar seo a leanas:

(i) Luachálfar urrúis a thrádáiltear gan srianadh bunaithe ar an bpraghas scoir, nó murar tharla aon díolachán, ag an bpraghas tairgthe deireadh orthu ar an lá deiridh den ráithe nó den bhliain airgeadais, de réir mar is cuí. I gcás gach ionstraime airgeadais eile, cinneann an Grúpa luachanna córa ag úsáid teicnící luachála.

(ii) D'fhéadfaí infheistíochtaí a aicmiú mar Leibhéal 2 nuair a thagann faisnéis margaidh chun cinn, ach nach bhfuil an infheistíocht á trádáil i margadh gníomhach agus/nó go bhfuil an infheistíocht faoi réir ag srianta aistrithe, nó go gcoigeartaítear an luacháil chun neamhleachtacht agus/nó neamh-inaistrithe a léiriú.

(iii) Tá tomhas luacha chóir an Ghrúpa ar infheistíochtaí Leibhéal 3 bunaithe ar shamhail a bhféadfadh ionchuir shuntasacha dho-bhraite a bheith ann. Is é atá sa tsamhail ábhartha ná teicníc an ghlanluacha reatha, a dhíorthaítear ó phraghas infheistíochta comhchosúil agus/nó rátaí iasachtaí margaidh comhchosúla, ag brath ar mheasúnú lucht bainistíochta ar an modheolaíocht luachála agus ar na hionchuir is oiriúnaí don infheistíocht áirithe sin.

Tugtar achoimre sa tábla i nóta 31 cuid B ar na boinn tuisceana agus ar na hionchuir chainníochtúla a úsáideadh le haghaidh na n-infheistíochtaí a chuirtear i Leibhéal 3 den ordlathas luacha chóir amhail an 31 Nollaig 2019. Níor aistríodh aon rud idir leibhéil an ordlathais luacha chóir i rith na mblianta dar críoch an 31 Nollaig 2019 agus an 31 Nollaig 2018.

Léirítear sa tábla seo a leanas na suimeanna glanluacha agus luachanna córa na sócmhainní airgeadais agus na ndliteanas airgeadais, lena n-áirítear a leibhéal san ordlathas luacha chóir. Ní áirítear ann faisnéis luacha chóir le haghaidh sócmhainní airgeadais agus dliteanais airgeadais nár tomhaiseadh ag luach cóir más meastachán réasúnta ar luach cóir é an tsuim ghlanluacha.

| | | Suim ghlanluacha | | | | Luach Cóir | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|
| | | Iasachtaí agus suimeanna infhaighte | Infheistíochtaí eile | Dliteanais airgeadais eile | Iomlán | Leibhéal 1 | Leibhéal 2 | Leibhéal 3 | Iomlán |
| **31 Nollaig 2019** | **Nóta** | **€'000** | **€'000** | **€'000** | **€'000** | **€'000** | **€'000** | **€'000** | **€'000** |
| **Tomhaistear sócmhainní airgeadais ag luach cóir.** | | | | | | | | | |
| Leas in PLI - scaireanna cothromais | 14 | - | 350 | - | 350 | - | - | 340 | 340 |
| | | - | 350 | - | 350 | | | | |
| **Sócmhainní airgeadais nár tomhaiseadh ag luach cóir** | | | | | | | | | |
| Leas in PLI - iasacht scairshealbhóra | 14 | 28,115 | - | - | 28,115 | - | - | 28,100 | 28,100 |
| Leas in PLI - scaireanna tosaíochta | 14 | 8,409 | - | - | 8,409 | - | - | 8,409 | 8,409 |
| Infháltais trádála agus eile | 15 | 111,618 | - | - | 111,618 | - | - | - | - |
| Airgead agus coibhéisí airgid | 17 | 509,855 | - | - | 509,855 | - | - | - | - |
| | | 657,997 | | | 657,997 | | | | |
| **Financial liabilities not measured at fair value** | | | | | | | | | |
| Iasacht ón Rialtas | 20 | - | - | 30,000 | 30,000 | - | - | 30,000 | 30,000 |
| Iasacht ón mBanc Eorpach Infheistíochta | 20 | - | - | 10,000 | 10,000 | - | - | 10,000 | 10,000 |
| Léas airgeadais | 20 | - | - | 3,643 | 3,643 | - | - | 3,643 | 3,643 |
| Dliteanas léasa sócmhainne um cheart úsáide | 20 | - | - | 95,469 | 95,469 | - | - | 95,469 | 95,469 |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 19 | - | - | 126,627 | 126,627 | - | - | - | - |
| | | | | 265,739 | 265,739 | | | | |

**A. Aicmí cuntasaíochta agus luachanna córa** ar lean

Léirítear sa tábla seo a leanas na suimeanna glanluacha agus luachanna córa na sócmhainní airgeadais agus na ndliteanas airgeadais, lena n-áirítear a leibhéal san ordlathas luacha chóir. Ní áirítear ann faisnéis luacha chóir le haghaidh sócmhainní airgeadais agus dliteanais airgeadais nár tomhaiseadh ag luach cóir más meastachán réasúnta ar luach cóir é an tsuim ghlanluacha.

| | | Suim ghlanluacha | | | | Luach Cóir | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|
| **31 Nollaig 2018** | **Nóta** | **Iasachtaí agus suimeanna infhaighte €'000** | **Infheistíochtaí eile €'000** | **Dliteanais airgeadais eile €'000** | **Iomlán €'000** | **Leibhéal 1 €'000** | **Leibhéal 2 €'000** | **Leibhéal 3 €'000** | **Iomlán €'000** |
| **Tomhaistear sócmhainní airgeadais ag luach cóir.** | | | | | | | | | |
| Leas in PLI - scaireanna cothromais | 14 | - | 350 | - | 350 | - | - | 350 | 350 |
| Leas in infheistíocht neamhluaite | 14 | - | 410 | - | 410 | 410 | - | - | 410 |
| | | - | 760 | | 760 | | | | |
| **Sócmhainní airgeadais nár tomhaiseadh ag luach cóir** | | | | | | | | | |
| Leas in PLI - iasacht scairshealbhóra | 14 | 25,722 | - | - | 25,722 | - | - | 25,722 | 25,722 |
| Leas in PLI - scaireanna tosaíochta | 14 | 8,409 | - | - | 8,409 | - | - | 8,409 | 8,409 |
| Infháltais trádála agus eile | 15 | 98,622 | - | - | 98,622 | - | - | - | - |
| Airgead agus coibhéisí airgid | 17 | 512,541 | - | - | 512,541 | - | - | - | - |
| Airgead tirim srianta (aistrithe go sócmhainní a aicmítear a bheith ar coinneáil chun díola) | | 180,791 | - | - | 180,791 | - | - | - | - |
| | | 826,085 | | | 826,085 | | | | |
| **Dliteanais Airgeadais nach dtomhaistear ag luach cóir** | | | | | | | | | |
| Iasacht ón Rialtas | 20 | - | - | 30,000 | 30,000 | - | - | 30,000 | 30,000 |
| Léas airgeadais | 20 | - | - | 14,882 | 14,882 | - | - | 14,882 | 14,882 |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 19 | - | - | 134,733 | 134,733 | - | - | - | - |
| | | | | 179,615 | 179,615 | | | | |

**B. Teicníochtaí luachála agus ionchuir shuntasacha dho-bhraite**

Léirítear sna táblaí a leanas na teicníochtaí luachála a úsáideadh chun luach cóir Leibhéal 3 a thomhas, chomh maith leis na hionchuir shuntasacha dho-bhraite a úsáideadh.

**Ionstraimí airgeadais a tomhaiseadh ag luach cóir**

| Cineál | Luach cói 2019 €'000 | Teicníocht Luachála | Ionchuir dho-bhraite |
|---|---|---|---|
| Leas in PLI - scaireanna cothromais | 340 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt d'idirbhearta tríú páirtí | Ráta lascaine |

Taifeadtar na hionstraimí seo ag €350k amhail an 31 Nollaig 2019 toisc gur neastachán réasúnta ar an tsuim ghlanluacha é an luach cóir agus nach mbeadh tábhacht ar bith le haon bhearnúchán don Ghrúpa.

## **31. Ionstraimí Airgeadais - Luach Cóir agus Bainistíocht Riosca** ar lean

**Luach cóir** ar lean

**Ionstraimí airgeadais nár tomhaiseadh ag luach cóir**

| Cineál | 2019 €'000 | Teicníocht Luachála | I onchuir dho-bhraite |
|---|---|---|---|
| Leas in PLI - iasacht scairshealbhóra | 28,115 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt d'idirbhearta tríú páirtí | Ráta lascaine |
| Leas in PLI - scaireanna tosaíochta | 8,409 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt d'idirbhearta tríú páirtí | Ráta lascaine |
| Iasacht ón Rialtas | 30,000 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt do rátaí iasachtaíochta/iasachtaithe margaidh | Ráta lascaine |
| Iasacht ón mBanc Eorpach Infheistíochta | 10,000 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt do rátaí iasachtaíochta/iasachtaithe margaidh | Ráta lascaine |
| Dliteanas léasa airgeadais | 3,643 | Teicníc um shreabhadh airgid lascainithe arna tagairt do rátaí iasachtaíochta/iasachtaithe margaidh | Ráta lascaine |

Rinneadh iasacht na scairshealbhóirí do PLI a thomhas ag costas amúchta. Meastar go bhfuil riosca creidmheasa íseal ag baint le hiasacht na scairshealbhóirí ó tharla go bhfuil riosca íseal mainneachtana ann agus go bhfuil acmhainn láidir ag an eisitheoir chun a oibleagáidí conartha um shreabhadh airgid a chomhlíonadh sa ghearrthréimhse.

Baineann an Grúpa úsáid as dóchúlacht mainneachtana, neamhchosaint ar mhainneachtain agus caillteanas i gcás mainneachtana chun riosca creidmheasa agus caillteanais chreidmheasa ionchais a thomhas. Tugann an bhainistíocht idir anailís stairiúil agus fhaisnéis a fhéachann chun cinn san áireamh chun aon chaillteanas creidmheasa a dhéanamh amach. Níor aithníodh aon liúntas caillteanais bunaithe ar chaillteanais chreidmheasa ionchais 12 mhí mar nach mbeadh tábhacht ar bith le haon bhearnúchán den sórt sin don Ghrúpa.

### C. Luachanna córa Leibhéal 3

**Réiteach luachanna córa Leibhéal 3**

Léirítear sa tábla seo a leanas réiteach ó na hiarmhéideanna tosaigh go dtí na hiarmhéideanna deiridh do luachanna córa Leibhéal 3.

| PLI - scaireanna cothromais | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Iarmhéid ag tús na tréimhse | 350 | 350 |
| Ceannacháin | - | - |
| Díolacháin | - | - |
| Gluaiseacht sa luach cóir | (10) | - |
| Iarmhéid ag deireadh na tréimhse | 340 | 350 |

## Anailís ar íogaireacht

Sa chás go bhfuil luach na n-ionstraimí airgeadais ag brath ar shamhlacha luachála do-bhraite, roghnaítear samhlacha agus ionchuir oiriúnacha ionas go dtiocfaidh siad leis an bhfianaise margaidh atá i réim. Ní bheadh tionchar suntasach ag méadú nó laghdú 100bps ar ráta lascaine na sócmhainní airgeadais faoi Leibhéal 3 a choinníonn an Grúpa ar an luach tugtha anonn.

## Bainistíocht riosca airgeadais

Déantar rioscaí airgeadais an Ghrúpa a bhainistiú laistigh de pharaiméadair a shainíonn an Bord go foirmiúil. Déantar gníomhaíocht chistíochta a thuairisciú don Choiste Iniúchóireachta agus Riosca agus don Bhord. Baineann na príomhrioscaí airgeadais a bhíonn os comhair an Ghrúpa le creidmheas, ús, aistriú malartaithe eachtraigh agus leachtacht. Comhaontaíonn an Bord beartais chun na rioscaí sin a bhainistiú, mar a léirítear san achoimre thíos.

## Riosca creidmheasa

Is ionann riosca creidmheasa agus an riosca go mbeadh caillteanas airgeadais ag an nGrúpa má theipeann ar chustaiméir nó ar chontraphháirtí le hionstraim airgeadais a oibleagáidí conartha a chomhlíonadh, agus tagann sé chun cinn go príomha ó suimeanna infhaighte an Ghrúpa ó chustaiméirí agus ó airgead agus ó choibhéisí airgid. Is í suim ghlanluacha na sócmhainní airgeadais an neamhchosaint is mó ó thaobh creidmheasa de.

**Suimeanna infhaighte trádála agus eile**

Baineann beartas bainistíochta riosca creidmheasa an Ghrúpa maidir le suimeanna infhaighte trádála le measúnú a dhéanamh go tráthúil ar iontaofacht airgeadais custaiméirí, ag cur staid airgeadais, taithí roimhe seo agus cúinsí eile san áireamh. Déantar monatóireacht rialta ar úsáid teorainneacha creidmheasa. Níl aon chomhchruinniú riosca creidmheasa ann i leith suimeanna infhaighte trádála toisc go bhfuil líon mór custaiméirí ag an nGrúpa. Maireann meántéarmaí creidmheasa, nuair a thugtar iad, idir 0 agus 45 lá.

Áirítear i suimeanna infhaighte trádála agus eile an Ghrúpa amhail an 31 Nollaig 2019 iarmhéideanna €22.0m (2018: €25.4m) atá dlite thar téarma ar an dáta tuairiscithe ach nach bhfuil bearnaithe.

Tá anailís aoise na n-iarmhéideanna sin anseo a leanas:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Níos lú ná 1 mhí | 11,429 | 17,366 |
| 1 - 3 mhí | 10,799 | 7,307 |
| 3 - 6 mhí | 557 | 441 |
| Níos faide ná 6 mhí | 238 | 251 |
| | 22,023 | 25,365 |

Tá beartas an Ghrúpa chun lamháltas bearnaithe le haghaidh drochfhiach a chinneadh bunaithe ar mheasúnú de réir líne ar an riosca creidmheasa a ghabhann le féichiúnaithe aonair agus ar mheasúnú ar an ngá le haghaidh lamháltas bearnaithe dá bharr. Agus in-aisghabhálacht suim infhaighte trádála á cinneadh, breithníonn an Grúpa aon athrú ar chaighdeán creidmheasa na suime infhaighte trádála, lena n-áirítear aon chomhartha bearnúcháin (a d'fhéadfadh fianaise ar dheacracht airgeadais an chustaiméara, mainneachtain íocaíochta, sárú conartha, etc. a áireamh). Cuirtear aisghabhálacha ina dhiaidh sin de shuimeanna a bhí bearnaithe do shochar ar an Ráiteas Ioncaim. Chun críche an lamháltas bearnaithe a ríomh, ní chuireann an Grúpa san áireamh an tionchar a bhíonn ag na suimeanna infhaighte trádála a lascainiú toisc nach meastar é a bheith ábhartha de bharr próifíl aoise iarmhéideanna suimeanna infhaighte trádála an Ghrúpa.

Seo mar a bhí na gluaiseachtaí i lamháltas bearnúcháin na suimeanna infhaighte trádála i rith na bliana:

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| Iarmhéid ag tús na tréimhse | 8,196 | 8,039 |
| Caillteanas bearnúcháin (dí-aitheanta) / aitheanta | (1,269) | 305 |
| Suimeanna díscríofa | (281) | (148) |
| Iarmhéid ag deireadh na tréimhse | 6,646 | 8,196 |

# **Nótaí leis na Ráitis Airgeadais**
don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

## **31. Ionstraimí Airgeadais - Luach Cóir agus Bainistíocht Riosca** ar lean

**Iasacht na scairshealbhóirí do Premier Lotteries Ireland (PLI)**

Rinneadh iasacht na scairshealbhóirí do PLI a thomhas ag costas amúchta. Meastar go bhfuil riosca creidmheasa íseal ag baint le hiasacht na scairshealbhóirí ó tharla go bhfuil riosca íseal mainneachtana ann, go bhfuil an t-eisitheoir ag trádáil go sásúil agus go bhfuil acmhainn láidir aige chun a oibleagáidí conartha um shreabhadh airgid a chomhlíonadh sa ghearrthréimhse. Ina theannta sin, rinneadh athbhreithniú ar na tuartha airgeadais do PLI go deireadh na tréimhse infheistíochta, is é sin 2034, agus tacaíonn na tuartha sin leis an ionchas go n-aisíocfar iasacht na scairshealbhóirí. Dá bharr sin, tá an tsamhail ECL 12 mhí bunaithe ar dhóchúlacht 99% nach mainneoidh PLI ina chuid oibleagáidí ó thaobh sreabhadh airgid de.

**Airgead agus coibhéisí airgid**

Bunaíonn an Bord an beartas maidir le riosca creidmheasa a bhainistiú. Bainistítear an neamhchosaint tríd an riosca creidmheasa a dháileadh, nuair is féidir, thar bhainc nó thar institiúidí eile, ag comhlíonadh caighdeáin riachtanacha mar mheastar go hiondúil trí thagairt a dhéanamh do na mórghníomhaireachtaí rátála creidmheasa. Bhí airgead agus coibhéisí airgid €510m ag an nGrúpa amhail an 31 Nollaig 2019 (2018: €512m).

Is é seo a leanas beartas bainistíochta airgid an Ghrúpa:

- Ní chuirtear airgead i dtaisce ach leis na hinstitiúidí a fhaomhann an Bord;
- Scaiptear an riosca ionas nach mbeidh níos mó ná 40% le haon institiúid amháin, faoi réir uasmhéad faofa an Bhoird; agus
- Déantar athbhreithniú leanúnach ar an bpróifíl riosca

Déantar monatóireacht rialta ar na beartais sin chun a chinntiú go mbíonn teorainn leis an neamhchosaint ar chreidmheas i gcás gach institiúide airgeadais ar leith.

**Urrúis**

Is é beartas an Ghrúpa gan urrúis airgeadais a thabhairt ach d'fhochuideachtaí. Amhail an 31 Nollaig 2019, bhí urrús tugtha ag an nGrúpa faoi Alt 357 d'Acht na gCuideachtaí, 2014 do roinnt dá fhochuideachtaí mar a nochtar sa nóta faoi fhochuideachtaí agus faoi chomhfhiontair.

**Riosca leachtachta**

Is ionann riosca leachtachta agus an riosca go mbeidh deacracht ag an nGrúpa a oibleagáidí a bhaineann lena dhliteanais airgeadais, a réitítear trí airgead nó sócmhainn airgeadais eile a sheachadadh, a chomhlíonadh. Is é cur chuige an Ghrúpa maidir le leachtacht a bhainistiú ná a chinntiú go mbeidh dóthain leachtachta aige chun freastal ar a dhliteanais nuair a bhíonn siad dlite, faoi ghnáthdhálaí agus faoi choinníollacha struis, gan caillteanais dho-ghlactha a thabhú ná dochar a dhéanamh do cháil an Ghrúpa.

**Neamhchosaint ar riosca leachtachta**

Is iad seo a leanas aibíocht chonartha na ndliteanas airgeadais atá fágtha ar an dáta tuairiscithe. Is suimeanna comhlána gan lascaine iad, agus áirítear leo íocaíochtaí measta úis agus ní áirítear tionchar na gcomhaontuithe glanluachála.

| | | Sreabhadh airgid conartha | | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| **31 Nollaig 2019** | **Suim ghlanluacha €'000** | **Iomlán €'000** | **2 mhí nó níos lú €'000** | **2 - 12 mhí €'000** | **1 - 5 bliana €'000** | **Níos mó ná 5 bliana €'000** |
| **Dliteanais airgeadais neamhdhíorthacha** | | | | | | |
| Iasacht ón Rialtas | 30.000 | 30,906 | - | 304 | 30,602 | - |
| Iasacht ón mBanc Eorpach Infheistíochta | 10,000 | 10,325 | - | 1,061 | 4,181 | 5,083 |
| Dliteanais léasa sócmhainne um cheart úsáide | 95,469 | 120,086 | 3,103 | 15,517 | 48,893 | 52,573 |
| Dliteanais léasa airgeadais | 3,643 | 3,689 | 634 | 2,429 | 626 | - |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 126,627 | 126,627 | 126,627 | - | - | - |
| | 265,739 | 291,633 | 130,364 | 19,311 | 84,302 | 57,656 |

| | | Sreabhadh airgid conartha | | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| **31 Nollaig 2018** | **Suim ghlanluacha €'000** | **Iomlán €'000** | **2 mhí nó níos lú €'000** | **2 - 12 mhí €'000** | **1 - 5 bliana €'000** | **Níos mó ná 5 bliana €'000** |
| **Dliteanais airgeadais neamhdhíorthacha** | | | | | | |
| Iasacht ón Rialtas | 30,000 | 31,212 | - | 306 | 30,906 | - |
| Dliteanais léasa airgeadais | 14,882 | 15,055 | 1,223 | 10,509 | 3,323 | - |
| Suimeanna iníoctha trádála agus eile | 134,733 | 134,733 | 134,733 | - | - | - |
| | 179,615 | 181,000 | 135,956 | 10,815 | 34,229 | - |

## Riosca margaidh

**Riosca ó mhalartú eachtrach**

Eascraíonn nochtadh d'aistriú malartaithe eachtraigh ó ráitis ioncaim agus ráitis ar staid airgeadais fochuideachtaí thar lear a athaistriú go Euro. Ina theannta sin, tá an Grúpa neamhchosanta ar riosca idirbheart airgeadra sa mhéid nach dtagann na hairgeadraí ina n-ainmnítear díolacháin agus ceannacháin agus airgeadraí feidhmiúla faoi seach Chuideachtaí an Ghrúpa le chéile. Tagann sé sin chun cinn go príomha ar idirbhearta le hoibritheoirí poist idirnáisiúnta. Ní úsáideann an Grúpa díorthaigh chun an riosca sin a bhainistiú faoi láthair. Leanfaidh an Grúpa ar aghaidh á athbhreithniú. Ní bheadh tionchar ábhartha ag athrú féideartha le réasún ar rátaí malartaithe eachtraigh ar na ráitis airgeadais.

**Riosca ráta úis**

Eascraíonn riosca an Ghrúpa ó rátaí úis ó shuimeanna i dtaiscí, iasachtaí téarmacha agus an iasacht scairshealbhóra do Premier Lotteries Ireland. Ní úsáideann an Grúpa díorthaigh chun an riosca sin a bhainistiú faoi láthair. Leanfaidh an Grúpa ar aghaidh á athbhreithniú. Ní bheadh tionchar ábhartha ag athrú féideartha le réasún ar rátaí úis ar na ráitis airgeadais.

# Nótaí leis na Ráitis Airgeadais
## don bhliain dar chríoch an 31 Nollaig 2019 ar lean

### 31. Ionstraimí Airgeadais - Luach Cóir agus Bainistíocht Riosca ar lean

**Neamhchosaint ar riosca ráta úis**

Is mar seo a leanas atá próifíl ráta úis ionstraimí airgeadais úsmhara an Ghrúpa:

| Méid ainmniúil | 2019 €'000 | 2018 €'000 |
|---|---|---|
| **Ionstraimí ag ráta seasta** | | |
| **Sócmhainní airgeadais** | | |
| Leas in PLI - iasacht scairshealbhóra | 28,115 | 25,722 |
| **Dliteanais airgeadais** | | |
| Iasacht ón Rialtas | (30,000) | (30,000) |
| Iasacht ó Bhanc Infheistíochta na hEorpa | (10,000) | - |
| | (11,885) | (4,278) |
| **Ionstraimí ag ráta inathraitheach** | | |
| **Sócmhainní airgeadais** | | |
| Taiscí ar glaoch | 316,489 | 335,068 |
| | 316,489 | 335,068 |

**Anailís íogaireachta ar luach cóir le haghaidh ionstraimí ag ráta seasta**

Ní chuireann an Grúpa aon sócmhainní airgeadais ná dliteanais airgeadais ag ráta seasta san áireamh ag luach cóir trí bhrabús nó trí chaillteanas, agus ní shannann an Grúpa díorthaigh (babhtálacha ráta úis) mar ionstraimí fálaithe faoi shamhail cuntasaíochta fálaithe luacha chóir. Dá bhrí sin, ní bheadh tionchar ag athrú ar rátaí úis ar an dáta tuairiscithe ar an mbrabús ná ar an gcaillteanas.

**Anailís íogaireachta ar shreabhadh airgid le haghaidh ionstraimí ag ráta athraitheach**

Ba é an toradh a bheadh ag athrú féideartha réasúnach 100 bonnphointe i rátaí úis amhail an dáta tuairiscithená méadú / (laghdú) ar cothromas agus bhrabúis nó chaillteanais de réir na méideanna a thaispeántar thíos i ndáil leis na cistí atá i seilbh an Ghrúpa. Glactar leis san anailís seo go bhfanann na hathróga ar fad eile seasmhach.

| | Brabús nó caillteanas | |
|---|---|---|
| | Méadú 100 bp €'000 | Laghdú 100 bp €'000 |
| **31 Nollaig 2019** | | |
| **Sócmhainní airgeadais** | | |
| Ionstraimí ag ráta inathraitheach | 2,822 | (2,822) |
| **Íogaireacht sreafa airgid - glansuim** | 2,822 | (2,822) |
| **31 Nollaig 2018** | | |
| **Sócmhainní airgeadais** | | |
| Ionstraimí ag ráta inathraitheach | 3,289 | (3,289) |
| **Íogaireacht sreafa airgid - glansuim** | 3,289 | (3,289) |

Níl an tionchar a bheadh ag athrú féideartha le réasún de 100 bonnphointe ar rátaí úis ar an gcothromas glan ar cháin difriúil go hábhartha ón tionchar brabúis nó caillteanais thuasluaite.

## 32. Iar-theagmhais

Ní raibh aon teagmhais shuntasacha ann ó dháta an chláir chomhardaithe agus dáta faofa na ráiteas airgeadais seo a d'éileodh leasú ar na ráitis airgeadais nó go nochtfaí iad sna ráitis airgeadais.

Is teagmhas an-suntasach é an tionchar atá ag cás COVID-19 ar Éirinn agus ar ghnó An Post. Níl aon toradh air sin ar gá na Ráitis Airgeadais a choigeartú dá bharr. Tá na Stiúrthóirí agus an feidhmeannas thar a bheith dáiríre faoin gcás agus déanfaidh siad monatóireacht ar an tionchar ar an ngnó ar bhonn leanúnach.

Tá na hoibríochtaí gnó ag leanúint ar aghaidh fad is atá bearta á gcur i bhfeidhm chun sláinte agus sábháilteacht fostaithe agus custaiméirí a chosaint mar aon leis an gcomhairle is fearr a fháil ó shaineolaithe sláinte agus ón eolaíocht. Tá oibríochtaí ag leanúint ar aghaidh agus tá pleananna á gcur i bhfeidhm chun dul i ngleic le cásanna ina gcuirfí isteach ar an ngnó. Tá obair chianda á héascú chun cabhrú leis an iarracht náisiúnta i leith scaradh sóisialta agus mar sin de.

Tá monatóireacht chúramach á déanamh ar an bhfeidhmíocht trádála agus ar na hoibríochtaí. Tá na hoibríochtaí agus na leibhéil ghníomhaíochta á gcoimeád go dtí seo agus tá an gnó ag dul i dtaithí ar na bealaí oibre a theastaíonn.

## 33. Faomhadh an Bhoird

D'fhaomh an Bord Stiúrthóirí na ráitis airgeadais an 26 Márta 2020.

# Staitisticí Airgeadais agus Oibriúcháin

## nach bhfuil clúdaithe ag an Tuarascáil ón Iniúchóir Neamhspleách

### Ráiteas comhdhlúite ioncaim

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2017 €'000 | 2016 €'000 | 2015 €'000 |
|---|---|---|---|---|---|
| Ioncam | 892,128 | 896,954 | 840,002 | 825,237 | 826,069 |
| Costais oibriúcháin | (850,233) | (859,306) | (835,210) | (839,348) | (820,907) |
| Brabús/(caillteanas) roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, (glanchostas) / glanioncam airgeadais agus cánachas | 41,895 | 37,648 | 4,792 | (14,111) | 5,162 |
| (Glanchostas) / glanioncam airgeadais | (308) | 3,098 | (1,015) | (1,962) | (6,235) |
| Costais chlaochlúcháin | (15,281) | (13,974) | - | - | - |
| Míreanna aon uaire | 40,038 | - | 45,824 | 415 | - |
| Brabús / (caillteanas) roimh chánachas | 66,344 | 26,772 | 49,601 | (15,658) | (1,073) |

### Ráiteas comhdhlúite ar staid an airgeadais

| | 2019 €'000 | 2018 €'000 | 2017 €'000 | 2016 €'000 | 2015 €'000 |
|---|---|---|---|---|---|
| Sócmhainní neamhreatha | 376,485 | 274,215 | 284,422 | 292,526 | 294,333 |
| Glansócmhainní / (dliteanais) reatha | 69,448 | 29,781 | 8,960 | (48,463) | (33,074) |
| Dliteanais neamhreatha eile | (137,527) | (52,109) | (62,984) | (57,004) | (56,925) |
| Glansócmhainní gan dliteanas pinsin san áireamh | 308,406 | 251,887 | 230,398 | 187,059 | 204,334 |
| Dliteanas pinsin | (28,228) | (47,880) | (55,066) | (283,381) | (169,203) |
| Glansócmhainní / (dliteanais), dliteanas pinsin san áireamh | 280,178 | 204,007 | 175,332 | (96,322) | 35,131 |
| Caipiteal agus cúlchistí | 280,178 | 204,007 | 175,332 | (96,322) | 35,131 |

### Cóimheasanna

| | 2019 | 2018 | 2017 | 2016 | 2015 |
|---|---|---|---|---|---|
| Brabús / (caillteanas) roimh chostais chlaochlúcháin, míreanna aon uaire, (glanchostas) / glanioncam airgeadais agus cánachas mar % d'ioncam | 4.70% | 4.20% | 0.57% | (1.71%) | 0.62% |
| Costais foirne agus máistrí poist mar % de chostais oibriúcháin | 66.55% | 66.19% | 67.29% | 66.91% | 67.36% |
| Sócmhainní reatha mar % de dhliteanais reatha | 112.22% | 103.74% | 101.31% | 91.30% | 94.73% |

### Post

| | 2019 | 2018 | 2017 | 2016 | 2015 |
|---|---|---|---|---|---|
| Innéacs toirte an phostais chroíláir (2015 =100) (nóta 1) | 75.5 | 80.6 | 87.2 | 94.8 | 100.0 |

**Nóta 1:** Léiríonn an t-innéacs seo athruithe ar chroí-ioncam ó phost. Ní chuireann sé san áireamh an tionchar atá ag athruithe ar tharaifí foilsithe, ioncam ó rialtais eachtracha, agus athruithe de bharr toghchán ó reifreann i ngach bliain.

Ní codanna de na Nótaí a ghabhann leis na Ráitis Airgeadais iad leathanaigh 82 go 85.

## Méid an chórais

| | 2019 | 2018 | 2017 | 2016 | 2015 |
|---|---|---|---|---|---|
| **Líonra poist:** | | | | | |
| Líon pointí seachadta (milliúin) | 2.312 | 2.284 | 2.263 | 2.249 | 2.248 |
| Líon mótarfheithiclí | 3,036 | 2,805 | 2,792 | 2,776 | 2,758 |
| Líon feithiclí leictreacha | 166 | - | - | - | - |
| Líon trírothach lasta leictreach | 47 | - | - | - | - |
| **Líonra oifigí poist:** | | | | | |
| Oifigí poist na Cuideachta | 45 | 45 | 50 | 50 | 51 |
| Oifigí poist ar conradh | 898 | 967 | 1,073 | 1,075 | 1,079 |
| Gníomhaireachtaí poist | 92 | 96 | 104 | 111 | 121 |
| | 1,035 | 1,108 | 1,227 | 1,236 | 1,251 |

| | €m | €m | €m | €m | €m |
|---|---|---|---|---|---|
| **Seirbhísí Coigiltis (nóta 2)** | | | | | |
| Luach na gCistí amhail an 31 Nollaig | 21,228 | 20,657 | 20,416 | 20,119 | 19,453 |
| **Gníomhaíocht don bhliain** | | | | | |
| **Seirbhísí Coigiltis Oifig an Phoist** | | | | | |
| Taiscí sa Bhanc Taisce | 993 | 1,079 | 1,064 | 1,060 | 1,018 |
| Aistarraingtí ón mBanc Taisce | (880) | (889) | (863) | (904) | (926) |
| Teastais Choigiltis eisithe | 1,704 | 1,780 | 1,023 | 1,168 | 1,132 |
| Teastais Choigiltis aisíoctha | (865) | (2,403) | (1,055) | (1,347) | (1,470) |
| Coigilteas Tráthchoda eisithe | 89 | 100 | 96 | 97 | 97 |
| Coigilteas Tráthchoda aisíoctha | (101) | (100) | (102) | (105) | (104) |
| Bannaí Coigiltis eisithe | 718 | 886 | 714 | 1,116 | 1,345 |
| Bannaí Coigiltis aisíoctha | (1,129) | (1,317) | (1,258) | (1,849) | (2,289) |
| Bannaí Dlúthpháirtíochta Náisiúnta eisithe | 804 | 921 | 598 | 991 | 1,054 |
| Bannaí Dlúthpháirtíochta Náisiúnta aisíoctha | (501) | (412) | (435) | (322) | (208) |
| **An Roinn Gnóthaí Fostaíochta agus Coimirce Sóisialaí** | | | | | |
| Sochair leasa shóisialta íoctha i rith na bliana | 7,125 | 7,380 | 7,615 | 7,997 | 8,418 |

| | 2019 000's | 2018 000's | 2017 000's | 2016 000's | 2015 000's |
|---|---|---|---|---|---|
| **Méideanna Billpay** | 16,033 | 17,025 | 17,977 | 19,760 | 22,895 |
| **Díolacháin Ceadúnas Teilifíse** | 1,481 | 1,481 | 1,463 | 1,445 | 1,438 |

**Nóta 2:** Dílsítear sócmhainní agus dliteanais na Seirbhísí Coigiltis don Aire Airgeadais agus dá réir sin ní áirítear iad i ráitis airgeadais na Cuideachta.

# Seirbhís Uilechoiteann

Achtaíodh an tAcht um Rialáil Cumarsáide (Seirbhísí Poist), 2011 ('an tAcht') i mí Lúnasa 2011

## Riachtanais maidir leis an Oibleagáid Seirbhíse Uilechoitinne (OSU)

Faoi Alt 17 den Acht, ainmnítear An Post mar an Soláthraí Seirbhíse Poist Uilechoiteann ar feadh tréimhse go dtí Lúnasa 2023.

Faoi Alt 16 den Acht, ciallaíonn "Seirbhís Phoist Uilechoiteann" go bhfuil ar a laghad gach lá oibre, seachas i gcúinsí nó faoi dhálaí tíreolaíocha is eisceachtúil le ComReg:

i. imréiteach amháin, agus
ii. seachadadh amháin ar bhaile nó ar áitreabh gach duine sa Stát nó, de réir mar is dóigh leis an gCoimisiún is cuí, faoi cibé coinníollacha a chinnfidh sé ó am go ham, ar shuiteálacha cuí

Soláthraítear na seirbhísí seo a leanas:

(a) postphaicéid ar 2kg nó níos lú a meáchan a imréiteach, a shórtáil, a iompar agus a dháileadh;
(b) beartáin postais a imréiteach, a shórtáil, a iompar agus a dháileadh go huasmheáchain a shonrófar le hordú ComReg (nó 20kg sa chás nach ann dó sin) - Chinn ComReg a chumhacht a úsáid chun an t-uasmheáchan 20kg a laghdú go 10kg in 2019;
(c) beartáin ó Bhallstáit eile an Aontais Eorpaigh a shórtáil, a iompar agus a dháileadh go meáchan 20kg;
(d) seirbhís míreanna cláraithe;
(e) seirbhís míreanna árachaithe laistigh den Stát agus chuig gach tír agus ó gach tír a dhearbhaíonn, mar thíortha a shínigh Coinbhinsiún Poist Uilechoiteann an Aontais Poist Uilechoitinn, go bhfuil siad toilteanach míreanna den sórt sin a cheadú, cibé acu ar bhonn cómhalartach nó in aon treo amháin, agus
(f) seirbhísí poist saor in aisce do dhaoine dalla agus leathdhalla.

Faoi mar a éilíonn Alt 16(9) den Acht, i mí Iúil 2012, rinne ComReg rialacháin a shonraigh na seirbhísí atá le soláthar ag An Post maidir le soláthar na seirbhíse poist uilechoitinn. Tá na Rialacháin um Rialáil Cumarsáide (Seirbhísí Poist Uilechoitinn), 2012 go 2019 (I.R. Uimh. 280/2012; I.R. Uimh. 534/2018; agus I.R. Uimh. 149/2019), lena leagtar amach na seirbhísí seo, ar fáil ar www.irishstatutebook.ie nó www.comreg.ie.

Tá téarmaí agus coinníollacha na Seirbhísí Uilechoiteanna le fáil ar https://www.anpost.com

## Teacht ar Sheirbhísí Uilechoiteanna

Soláthraíonn An Post rochtain ar a chuid seirbhísí trí ghréasán de 45 oifig poist na Cuideachta agus trí 898 oifig poist ar conradh. Ina theannta sin, tá údarú ag thart ar 818 áitreabh miondíola stampaí poist a dhíol, mar ghníomhairí gníomhacha. Chun teach fhisiciúil ar an tseirbhís a éascú, tá timpeall 5,717 bosca poist, lena n-áirítear boscaí poist méadair agus iad siúd atá lonnaithe in Aonaid Seirbhíse Seachadta, dáilte go forleathan ar fud an Stáit. Tá 43 pointe ainmnithe ann a ghlacann le seirbhísí bulcphoist.

## Táillí

Seo a leanas achoimre ar na praghsanna ar sheirbhísí caighdeánacha go meáchan 100g is infheidhme ón 8 Samhain 2019.

| | Éire & Tuaisceart Éireann | |
|---|---|---|
| | **Gnáthphost** | **Post Cláraithe*** |
| **Litreacha (suas le C5)** | €1.00<br>95c má tá stampán frainceála ar an mír | €8.00 |
| **Clúdaigh Mhóra** | € 2.00<br>€1.95 i gcás go bhfuil stampán frainceála ar an mír | €8.20 |
| **Paicéid** | €3.80<br>€3.70 i gcás go bhfuil stampán frainceála ar an mír | €8.20 |
| **Beartáin** | €9.00 | €13.00 |

*Clúdaíonn an táille atá iníoctha ar son clúdaigh bhunúsacha cláraithe cúiteamh suas go huasmhéid de €320. Tá cúiteamh breise (nach Seirbhís Uilechoiteann) suas le teorainn €1,500 ar fáil ar €4.50 agus suas le teorainn €2,000 ar €5.50, bunaithe ar an luach a luaitear ag am na postála.

| | Cinn Scríbe Idirnáisiúnta | |
|---|---|---|
| | **Gnáthphost** | **Post Cláraithe*** |
| **Litreacha (suas le C5)** | €1.70 | €8.70 |
| **Clúdaigh Mhóra** | €2.90 | €9.90 |
| **Paicéid** | | |
| An Bhreatain Mhór | €5.50 | €12.50 |
| An Eoraip | €6.00 | €13.00 |
| An chuid eile den domhan | €7.00 | €14.00 |
| **Beartáin** | | |
| An Bhreatain Mhór | €21.00 | €28.00 |
| An Eoraip | €28.00 | €35.00 |
| An chuid eile den domhan | €29.00 | €36.00 |

*Braitheann soláthar na seirbhíse ar an roinn riaracháin poist sa spriocthír. Cúiteamh suas le €320 sa Ríocht Aontaithe; €150 san Eoraip; €100 le haghaidh beartán agus €35 le haghaidh litreacha lasmuigh den Eoraip. Tá liosta iomlán de tharaifí reatha USO ar fáil sa Treoir maidir le Rátaí Poist (féach https://www.anpost.com/).

## Caighdeán na Seirbhíse

### Idirnáisiúnta

Leagadh síos an caighdeán d'fheidhmíocht ardchaighdeáin le haghaidh seachadadh poist trasteorann laistigh den Chomhphobal sna Treoracha Poist (97/67/EC, arna leasú) agus áirítear é i Sceideal 3 den Acht. Is mar seo a leanas atá an caighdeán cáilíochta le haghaidh míreanna poist den earnáil chaighdeánach is tapúla:

**L+3: 85% de mhíreanna; L+5: 97% de mhíreanna,** áit a dtagraíonn L don lá ar cuireadh an mhír sa phost.

### Baile

Ceanglaíonn an tAcht ar ComReg caighdeáin cháilíochta seirbhíse a shocrú do phost seirbhíse uilechoitinne intíre a chaithfidh a bheith comhoiriúnach leis na cinn a bhaineann le seirbhísí trasteorann laistigh den Chomhphobal. Tá sprioc feabhas seirbhíse leagtha amach ag ComReg le haghaidh post tosaíochta aonair intíre mar seo a leanas:

**L+1: 94%; L+3: 99.5%,** áit a dtagraíonn L don lá ar cuireadh an mhír sa phost.

## Gearáin ó Chustaiméirí

Ceanglaítear ar An Post taifid a choinneáil ar ghearáin ó chustaiméirí i gcomhréir le caighdeán na hEorpa IS: EN 14012:2003. Maidir le post, déanann an tábla miondealú ar na gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí i rith na bliana 2019.

| Gearáin a fuarthas ó chustaiméirí i scríbhinn | 2019 | 2018 |
|---|---|---|
| Míreanna caillte nó a raibh moill mhór orthu | 24,928 | 24,551 |
| Míreanna a ndearnadh dochar dóibh | 1,313 | 1,144 |
| Míreanna a tháinig go déanach | 367 | 1,320 |
| Bailiú nó seachadadh poist: | | |
| Teip ó thaobh seachadadh laethúil a dhéanamh ar theach nó ar áitreabh | 23 | 37 |
| Teipeanna ó thaobh amanna bailithe | 5 | 4 |
| Mísheachadadh | 1,364 | 1,222 |
| Rochtain ar fhaisnéis seirbhísí custaiméara | - | 2 |
| Táillí le haghaidh post píosa aonair/scéimeanna agus coinníollacha lacáiste | 6 | 1 |
| Athrú ar sheoladh (Atreorú) | 487 | 387 |
| Iompar agus cumas pearsanra poist | 71 | 34 |
| Mar a phléitear le gearáin | - | 1 |
| Eile (nach bhfuil áirithe thuas) | 2,793 | 1,511 |
| Iomlán | 31,357 | 30,214 |

San áireamh san fhigiúr iomlán tá gearáin faoi ítimí cláraithe, arb é is líon dóibh 7,961, (2018: 7,879).

Cuireadh 680,504 glao teileafóin (2018: 746,614) ar Sheirbhísí Custaiméirí An Post le linn 2019. Gnáthfhiosrúcháin nó fiosrúcháin ghinearálta a bhformhór acu seo seachas gearáin.

Tá Treoirlínte do Sholáthraithe Seirbhíse Poist ar Nósanna Imeachta maidir le Gearáin agus Cúiteamh eisithe ag ComReg (féach cáipéis ComReg 14/06 ar www.comreg.ie). Tá Nósanna Imeachta maidir le Gearán agus Réiteach Díospóide An Post leagtha amach in 'Getting it Sorted', atá ar fáil ar ár suíomh gréasáin, in asraonta móra Oifig an Phoist, agus ónár nIonad Seirbhísí Custaiméirí.

Tá Cairt Chustaiméirí againn freisin, ina bhfuil gealltanais shonracha do chustaiméirí maidir lenár seirbhísí, atá ar fáil ar ár láithreán gréasáin; https://www.anpost.com

## Tuilleadh Eolais

Tá eolas breise maidir le seirbhísí a sholáthraíonn An Post ar fáil ach cuairt a thabhairt ar www.anpost.com/Help-Support, glaoch a chur ar Sheirbhísí Custaiméirí An Post ar 01-705 7600, ríomhphost a sheoladh chuig www.anpost.com/contactus, foirm fiosrúcháin ar líne a líonadh ag https://forms.anpost.ie/enquiry, scríobh chuig Seirbhísí Custaiméirí An Post, Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill Íochtarach, Saorphost, Baile Átha Cliath 1, D01 F5P2 nó bualadh isteach chuig Oifig Poist ar bith.

# Faisnéis Chorparáideach

| | |
|---|---|
| **Oifig Chláraithe** | Ard-Oifig an Phoist<br>Sráid Uí Chonaill<br>Baile Átha Cliath 1<br>D01 F5P2 |
| **Aturnaetha** | Matheson<br>70 Cé Sir John Rogerson<br>Duga na Canálach Móire<br>Baile Átha Cliath 2<br>D02 R296<br><br>McCann FitzGerald<br>Riverside One<br>Cé Sir John Rogerson<br>Baile Átha Cliath 2<br>D02 X576 |
| **Baincéirí** | Banc na hÉireann<br>2 Faiche an Choláiste<br>Baile Átha Cliath 2<br>D02 VR66 |
| **Iniúchóirí** | Deloitte Ireland LLP<br>Cuntasóirí Cairte agus Gnólacht Iniúchóireachta Reachtúla<br>Deloitte & Touche House<br>Ardán Earlsfort<br>Baile Átha Cliath 2<br>D02 AY28 |
| **Uimhir chláraithe** | 98788 |
| **Cineál Cuideachta** | Is Cuideachta Gníomhaíochta Ainmnithe atá faoi theorainn scaireanna é An Post |

**Ár gcuspóir**

Chun gníomhú ar mhaithe leis an leas coiteann, chun cáilíocht na beatha a fheabhsú anois agus do na glúine atá le teacht.